# An Soísgéal
# ar
# Leaḃar an Aifrinn.

---

**THE GOSPEL,**
FROM THE MISSAL.

---

TRANSLATED INTO IRISH BY
THE REV. PETER O'LEARY, P.P.

---

**Dublin :**
THE IRISH BOOK COMPANY,
35 UPPER O'CONNELL STREET, AND 6 D'OLIER STREET.

---

1902.

**PRICE SIXPENCE. NETT.**
BY POST, SEVENPENCE HALFPENNY.

# An Ċéad Doṁnaċ de'n Adḃent.

---

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis (Lúc. 21.)

---

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisciobalaiḃ: Ḃeiḋ cóṁarṫaí sa ġréin, agus sa ré, agus ins na réiltiḃ, agus brúṫ na ngeinte ins na tíorṫaiḃ tré ṁearaṫal foṫraim na mara agus na dtonn; daoíne d'á ḃfeóċaḋ le sgannra, ag cuíṁneaṁ ar cad a ḃeiḋ le teaċt ar an nDoṁan go léir, mar beiḋ cóṁaċta na ḃflaṫas d'á suaṫaḋ, agus an uair sin ċíḋfid siad Mac an Duine ag teaċt i sgamal, le mór-ċóṁaċt agus le gradam. Nuair a ṫusnóċaid na neiṫe seo, áṁṫaċ, déiniġ-se féuċaint suas agus ḃúr gcínn a ṫógáilt, mar tá traṫ ḃúr ḃfuasgalta buailte liḃ. Agus ṫug sé soluíd dóiḃ: Féuċaiġ ar an gcrann fige agus ar na crannaiḃ go léir. Nuair a ḃíon a dtoraḋ acu d'á ċur amaċ is eól daoíḃ go mbíon an saṁra buailte liḃ. Mar sin daoíḃ-se; nuair a ċíḋfiḋ siḃ na neiṫe seo ag teaċt bíoḋ a ḟios agaiḃ

ríġeaċt Dé ḃeiṫ buailte liḃ. Abraim liḃ go deiṁin ná beiḋ an tslioċt so imiġṫe go gcóṁlíonfar na neiṫe seo go léir. Raċaiḋ an spéir agus an talaṁ ar neaṁníḋ, aċ ní raċaiḋ mo ḃréiṫre-se ar neaṁníḋ.

## An Tarna Doṁnaċ de'n Adḃent.

Leanṁuint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. II.)

Sa n-am san: Nuair airiġ Eóin, agus é i mbraiġdinear, oibreaċa Ċríosd, ċuir sé beirt d'á ḋeisgioḃalaiḃ ag triall air, 'ġá ḟiafraiġe ḋé, An tusa atá le teaċt, nó an ḃfuil orainn feiṫeaṁ le duine eile? Agus d'ḟreagair Íosa iad agus dúḃairt sé leó: Téigiġ agus insiġ d' Eóin na neiṫe a ċualḃúir agus a ċonacḃúir. Tá raḋarc ag daill. Tá siúḃal ag bacaiġ. Táid na loḃair glan. Tá éisteaċt ag daoíne a ḃí boḋar. Eiríġid na mairḃ. Táid na boiċt d'á dteagasg. Agus is beannuiġṫe an t-é ná glacfiḋ sganal umam-sa. Nuair a ḃí an ḃeirt imiġṫe do ċrom Íosa ar laḃairt leis na daoíne

a

i dtaoḃ Eóin: Cad a ḃí uaiḃ le feisgint nuair ṫánḃúir amaċ sa ḃfásaċ? Slat d'á suaṫaḋ le gaoiṫ? Aċ cad a ḃí uaiḃ le feisgint nuair ṫánḃúir amaċ? Fear i n-éadaiġiḃ míne? Féuċ, i dtiġṫiḃ na ríoġ atá luċt an éadaiġ ṁín. Aċ cad a ḃí uaiḃ le feisgint nuair ṫánḃuir amaċ? Fáiġ an eaḋ? Aċ deirim-se liḃ gur duine é is mó 'ná fáiġ. Óir is air seo atá sgríoḃṫa: Féuċ, cuirim-se m' aingeal róṁat amaċ ċun na sliġe d'olṁúġaḋ róṁat.

---

## An Tríṁaḋ Doṁnaċ de'n Adḃent.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin I.)

Sa n-am san: Do ċuir na Iúduiġ ó Ierúsalem amaċ sagairt agus Leiḃíteaċa ag trial ar Eóin, ċun a ḟiafraiġe dé, Cé h-é ṫusa? Agus d' adṁuiġ seisean, agus níor ṡéan sé, agus d' adṁuiġ sé: Ní mise Críosd. Agus d' ḟiafraiġdar dé: Cad eile má 'seaḋ? An tu Elias? Agus dúḃairt sé: Ní mé. Fáiġ an eaḋ tú? Agus d' ḟreagair sé: Ní h-eaḋ. Dúḃradar leis d'á ḃríġ sin: Cé h-é tu, ionus go mbéar-

fimís freagra ag triall ar an muintir a ċuir anso sinn? Cad deirir ad ṫaoḃ féin? Dúḃairt sé: Guṫ duine isead mé, ag glaoḋaċ sa ḃfásaċ, déinig slíġ an Tiġearna do ḋíriúġaḋ, mar aduḃairt Isáias Fáiġ. Agus des na Ṗairisínig ab eaḋ na teaċtairí. Agus ċeistiġdar é, agus dúḃradar leis: Cad ċuige go ndéanan tú baiste mura tu Críost 'ná Elias, nó mura fáiġ tu? D' ḟreagair Eóin iad agus dúḃairt: Déinimse baiste i n-uisge: Aċ do ṡeasaiṁ i nbúr measg an t-é náċ aiṫin daoiḃ. Isé sin an t-é atá le teaċt am ḋiaiġ-se agus a ḃí ar biṫ róṁam: agus náċ fiú mise go sgaoilfinn ial a ḃróige. Ṫuit so amaċ i mBetánia, lastall de'n Iórdan, mar a raiḃ Eóin ag baiste na ndaoine.

## An Ceaṫraṁaḋ Doṁnaċ de'n Adḃent.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 3.)

Sa ċúigṁaḋ bliaġain déag d' impireaċt Ṫibérias Ċésair, nuair a ḃí Pontius Pilát i n' uaċtarán ar Iúdéa, agus Heród 'na ṫetrarc

ar Ġaililí, agus a ḋriṫáir Pilib 'na teṫrarc ar Iṫúria agus ar ċríċ Traconítis, agus Lisania 'na teṫrarc ar Abilína; i n-aimsir an dá árd ṡagart Annas agus Caiṗas, do ṫárla briaṫar Dé ar Eóin mac Sacarí sa ḃfásaċ. Agus do ṫáinig sé ar fuid na gcríċ uile ar bruaċ Iórdáin ag fógairt baiste ċun aiṫriġe agus ċun maiṫeaṁ-naċais na bpeacaí, mar atá sgríoḃṫa i leaḃar na ḃfocal adúḃairt Isáias Fáiġ: Guṫ duine ag glaoḋaċ sa ḃfásaċ: Déiniġ sliġ an Tiġearna d' olṁúġaḋ: Déiniġ na bóiṫre do ḋíriúġaḋ ḋó: Líonfar gaċ gleann, agus ísleócar gaċ sliaḃ agus gaċ cnuc, agus beiḋ gaċ cam 'na ḋíreaċ agus gaċ sliġ garḃ 'na sliġ réiḋ: Agus ċíḋfiḋ gaċ feóil an slánúġaḋ a ḋéanfiḋ Dia.

---

## Doṁnaċ na Nodlag.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis. (Lúc. 2.)

Sa n-am san: Do ḃí Ióseṗ agus Muire máṫair Íosa, ag déanaṁ iongna des na neiṫiḃ a dúḃraḋ 'na ṫaoḃ. Agus do ċuir Simeón a

ḃeanaċt orṫa, agus dúḃairt sé le Muire a ṁáṫair: Féuċ, tá so ceapaiṫe ċun ḋíṫe agus ċun eiséiriġṫe d'á lán i n-Israel, agus ċun ḃeiṫ 'na ċóṁarṫa a ġeaḃaiḋ diúltaḋ: Agus raġaiḋ claiḋeaṁ tré t'anam-sa féin, ionus go noċtfí smuínte ar mórán croíḋte. Agus banḟáiġ dob eaḋ Anna, inġean Ṗanuel, de ṫreiḃ Aser, agus ḃí sí tar éis mórán laéṫanta ċur di, agus ḃí sí tar éis seaċt mbliaġna ó n-a h-óiġe do ċaiṫeaṁ agá fear, agus ḃí sí sin 'na ḃaintriġ go raiḃ sí ċeiṫre bliaġna agus ċeiṫre fiċid, agus ní ḟágaḋ sí an teampol aċ ag déanaṁ trosgaiḋ agus úrnuiġṫe i n-onóir do Ḋia do ló agus d' oíḋċe. Agus ṫáinig sí sin do láṫair an uair ċéadna agus d' aḋṁuiġ sí an Tiġearna, agus do laḃair sí 'na ṫaoḃ le gaċ duine a ḃí ag súil le fuasgailt d' Israel. Agus nuair a ḃí gaċ níḋ cóṁlíonta acu do réir dliġe an Tiġearna d' ḟilleadar go Gailili agus go dtí a mbaile féin, Nasaret. Agus d' ḟás an Mac agus do neartuiġ sé lán d' eagna, agus ḃí grásta Dé ann.

# Lá Nodlag.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 2. c.)

Sa n-am san: Do ċuaiḋ reaċt amaċ ó Ċésar Augúst go ndéanfí áireaṁ ar an ndoṁan go léir. Do déineaḋ an ċéad áireaṁ so nuair a ḃí Cúrínus i n' uaċtarán ar ċríċ Siria agus do ġluais na daoine go léir, go ndéanfí iad d' áireaṁ, gaċ duine 'na ċaṫair dúċais féin. Agus ṫáinig Ioseṗ aníos ó Ġailili, ó ċaṫair Nasaret, go Iudéa, go caṫair Dáiḃid, go ndéanfí é d' áireaṁ i n-aonḟeaċt le Muire a ḃanċéile a ḃí ag iompar clainne. Agus do ṫárla, agus iad ann, go dtáinig a h-aimsir ċun na clainne do ḃreiṫ. Agus do rug sí a mac, a céadġein, agus d' ḟill sí i n-éadaíġiḃ é agus ċuir sí 'na luiġe i mainséur é, mar ní raiḃ aon tslíġ ḋóiḃ i dtig ósda. Agus do ḃí aoḋairí sa ċeantar ċéadna, agus iad ag faire na dtráṫ sa n-oíḋċe ar a dtréud. Agus féuċ, táinig Aingeal an Tiġearna agus seasaiṁ sé i n-aice leó, agus do las solus Dé 'na dtímpal, agus ṫáinig eagla mór orṫa. Agus dúḃairt an

t-Aingeal leó: Ná bíoḋ eagla oraiḃ, mar féuċ, tugaim sgéala ḋaoiḃ ar lúṫġáir ṁór le teaċt ar na daoine go léir: Mar go bfuil Slánuiġ-ṫeóir berṫa ḋaoiḃ indiu, sé sin Críosd an Tiġearna, i gCaṫair Dáiḃid. Agus seo cóṁarṫa ḋaoiḃ. Ġeaḃaiḋ siḃ an leanḃ fillte i n-éadaċ, 'na luiġe i mainséur. Agus láiṫreaċ do ḃí i bfoċair an Aingil mór-ṡluaġ neiṁe agus iad ag molaḋ Dé, agus iseaḋ a deiridís: Glóire do Ḋia insna flaṫais go h-árd, agus ar talaṁ síoṫċáin do luċt deaġṁéinne.

---

## Lá eile.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis. (Lúc. 2.)

Sa n-am san: Duḃairt na h-aoḋairí le n-a ċéile: Téanam go Betlehem go bfeiceam an níḋ seo do ṫárla, agus gur ḟoilsiġ an Tiġearna ḋúinn é. Agus do ṫánadar go tapaiḋ, agus fuaradar Muire agus Ióseṗ, agus an leanḃ 'na luiġe sa ṁainséur. Agus nuair a ċonacadar, do léirsiġdar bríġ na cainte a dúḃraḋ leó i dtaoḃ an leinḃ sin. Agus ḃí iongna ar gaċ

aon do ċlos, agus mar ġeall ar a ndúḃairt na h-aoḋairí. Aċ do ċoimeád Muire na neiṫe sin go léir, 'ġá mbreiṫniúġaḋ 'na croiḋe. Agus do ċuaiḋ na h-aoḋairí ṫar n-ais ag taḃairt molaḋ agus glóire do Ḋia mar ġeall ar gaċ níḋ d'á ḃfeacadar agus d'ár airiġdar, fé mar a h-innseaḋ dóiḃ.

## Lá Coile (airís.)

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 2. c.)

Sa n-am san: Nuair a ḃí oċt lá críoċnuiġṫe, go ndéanfí timpal-ġearaḋ ar an leanḃ: do tugaḋ mar ainim air, Íosa, an ainim a ṫug an t-Aingeal air sul ar gaḃaḋ sa ḃroinn é.

## Lá Nodlag Beag.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 2.)

Nuair a rugaḋ Íosa i mBetlehem Iúda, agus Heród 'na ríġ ann, féuċ, ṫánadar draoiṫe ó'n

ndoṁan toir agus dúḃradar. Cá ḃfuil an ríġ seo na n-Iúdaċ atá berṫa? Ċonacamair a réult sa doṁan toir agus ṫánamair 'ġá aḋraḋ. Agus nuair airiġ an ríġ Herod san do ṫáinig buaireaṁ air agus ar Ierúsalem go léir mar aon leis. Agus do ċruinniġ sé uaċtaráin na sagart agus na sgríḃneóirí poiḃilíḋe, agus ċeisdiġ sé iad ar cá mbéarfí Críosd. Dúḃradar leis gur i mḂetlehem Iúda do béarfí é. Óir sin mar atá sgríoḃṫa sa ḃfáiġ: Agus tusa, a Ḃetleheim, a ṫalaṁ Iúda, ní tu is lúġa i n-aon ċor i dtaoíseaċaiḃ Iúda: Óir is asad-sa a ṫiocfiḋ an taoíseaċ a ḋéanfiḋ mo ṗobul Israel do riaraḋ. Ansan do ġlaoiḋ Herod na draoiṫe ċuige, a gan ḟios, agus fuair sé amaċ uaṫa go cruínn an t-am 'nar taisbeánaḋ an réult dóiḃ: agus do stiúruiġ sé go Betlehem iad, agus dúḃairt sé: Cuardaíġ go maiṫ an mac so agus nuair a ġeaḃaiḋ siḃ tuairisg air tagaiġ agus ínsiġ dómsa é, go dtéiḋad agus go n-aḋrad é leis. Tar éis na cainte sin ó'n ríġ d' imṫíġdar. Agus féuċ, an réult a ċonacadar sa doṁan toir do ġluais sé rómpa go dtáinig sé agus gur stad sé os cionn na h-áite 'na raiḃ an

leanḃ. Nuair a ċonacadar an réult do ṫáinig árd áṫas orṫa, agus ċuadar isteaċ sa tiġ agus fuaradar an leanḃ agus a ṁáṫair Muire, agus ṡléaċtadar dó agus d' aḋradar é, agus d' osgaladar a gcuid stóir agus ṫugadar brontanais dó, ór agus túis agus mirr. Agus do tugaḋ foláraṁ dóiḃ i dtaiḃreaṁ gan dul ṫar n-ais go dtí Heród, agus ċuadar bóṫar eile ṫar n-ais ċun a dtíre féin.

---

## Doṁnaċ an Epiṗaní.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 2.)

Nuair a ḃí Íosa dá ḃliaġain déag do ċuadar suas go Ierúsalem do réir ġnáis na féile, agus nuair a ḃí na laeṫanta caiṫte agus iad ag fille d' ḟan an mac, Íosa, i n-Ierúsalem, agus ní raiḃ a ḟios san agá ṁuíntir. Ċeapadar-san go raiḃ sé amearg na ndaoine agus ṫánadar siúbal aon laé ar aġaiḋ agus ḃíodar 'ġá lorg amearg a ngaolta agus a luċt aiṫne. Aċ ní ḃfuaradar é, agus d' ḟilleadar go Ierúsalem

'ġá lorg. Agus do ṫárla, tar éis trí lá, go ḃfuaradar é sa teampul 'na ṡuiḋe ameasg na n-olaṁ, ag éisteaċt leó agus 'ġá gceistiúġaḋ. Agus ḃí iongna ar a raiḃ ag éisteaċt leis mar ġeall ar a ġuntaċt agus ar na freagraí a ṫugaḋ sé. Agus ḃí iongna orṫa-san nuair a ċonacadar é. Agus dúḃairt a ṁáṫair leis: A ṁic, cad é seo atá déanta agat orainn? Féuċ, ḃí t' aṫair agus mise go buarṫa ar do lorg. Agus dúḃairt sé leó: Cad ċuige go raḃúir ar mo lorg? Ná raiḃ a ḟios agaiḃ náċ foláir mé ḃeiṫ ins na neiṫe a ḃainean le m'Aṫair? Agus níor ṫuigeadar-san an focal a laḃair sé leó. Agus d' ḟill sé anuas leó agus ṫáinig sé go Naseret; agus ḃí sé úṁal dóiḃ. Agus do ċoimeád a ṁáṫair na focail sin go léir 'na croiḋe féin. Agus do ċuaiḋ Íosa ar aġaiḋ i n-eagna, agus i n-aois, agus i ngrásta, os cóṁair Dé agus daoine.

# An t-Oċtṁaḋ Lá de'n Epiṗaní.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin I.)

Sa n-am san: Ċonac Eóin Íosa ag teaċt ag triall air, agus dúḃairt: Féuċ Uan Dé, féuċ an t-é a ṫógan peacaḋ an doṁain. Sidé an t-é ar a ndúḃart: Tá fear ag teaċt am ḋiaiġ a ḃí ar biṫ róṁam: Óir do ḃí sé róṁam. Agus ní raiḃ aiṫne agam air. Aċ ionus go dtais-beánfí i n-Israel é, uime sin iseaḋ do ṫánag-sa ag déanaṁ baiste i n-uisge. Agus do ṫug Eóin fiaḋnaise uaiḋ agus dúḃairt; Óir do ċonac-sa an Spiorad ag teaċt anuas ó neaṁ agus do stad sé air. Ní raiḃ aiṫne agam-sa air: Aċ an t-é a ċuir mé ag déanaṁ baiste i n-uisge dúḃairt sé liom: An t-é go ḃfeicfir an Spiorad ag túirling air agus ag fanṁaint air, siné an t-é a ḋéinean baiste sa Spiorad Naoṁ. Agus do ċonac-sa: agus tugaim fiaḋnaise gur b' é seo Mac Dé.

# AN TARNA DOṀNAĊ TAR ÉIS AN EPIṖANÍ.

Leanṁaint ar an Soisgéal naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin 2.)

Sa n-am san: Ḃí pósaḋ d'á ḋéanaṁ i gCána i nGailílí, agus ḃí máṫair Íosa ann. Agus do tugaḋ cuire ċun an ṗósta d'Íosa féin agus d'á ḋeisgiobulaiḃ. Agus do ċuaiḋ d'á gcuid fíona agus dúḃairt máṫair Íosa leis: Ní'l aon ḟíon acu. Agus dúḃairt Íosa léi: Cad é sin dómsa agus duitse, a ḃean? Níor ṫáinig m' aimsir-se fós. Ansan dúḃairt a ṁáṫair leis an luċt friṫálṁa: Pé rud a déarfiḋ sé liḃ a ḋéanaṁ déiniġ é. Agus do ḃí sa n-áit sé dabaċa cloiċe. Do cuireaḋ ann iad ċun láṁ do níġe, do réir nóis na n-Iúdaċ, agus do raġaḋ dó nú trí ṁeadraiḃ ins gaċ dabaċ díoḃ. Dúḃairt Íosa leó: Líonaiġ na dabaċa d' uisge. Agus do líonadar iad go bara. Agus dúḃairt Íosa leó: Tarraingiġ anois é agus beiriġ ag trial ar an ḃfear-tíġis é. Agus do rugadar. Agus nuair a ḃlais an fear-tíġis an t-uisge agus é i n-a ḟíon, agus gan a ḟios aige cá

dtáinig sé. Aċ a ḟios ag an luċt friṫálṁa do ṫarraing an t-uisge, do ġlaoiḋ sé ar an ḃfear nua-ṗósta agus dúḃairt sé leis: Cuirean gaċ aoinne an fíon fóġanta ar bórd i dtúsaċ, agus ansan, nuair a bíḋtear ar meisge, an fíon ná bíon ċóṁ maiṫ. Aċ do ċoimeádais-se an fíon fóġanta go dtí so. Ḋéin san tusnúġaḋ ar na soluídí a ḋéin Íosa i gCána na Gaililí: agus do noċt sé a ġlóire, agus do ċreid a ḋeisgiobuil ann.

## An Tríṁaḋ Doṁnaċ ó'n Epiṗaní.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 8.)

Sa n-am san: Nuair a ṫáinig Íosa anuas ó'n gcnuc do lean sluaġ mór é: agus féuċ, do ṫáinig lobar agus d' aḋar sé é agus dúḃairt sé: A Ṫiġearna, má 's toil leat é is féidir duit mé ġlanaḋ. Agus do ṡín Íosa a láṁ agus ċuir sé air í, agus dúḃairt sé: Is toil liom é; glantar tu. Agus do glanaḋ láiṫreaċ é ó n-a lobraḋ. Agus dúḃairt Íosa leis: Féuċ, ná

h-inis d'aoinne é, aċ imṫiġ agus taisbeáin ṫu féin do'n tsagart, agus tabair an offráil d' órduiġ Maoise, mar ḟiaḋnaise ḋóiḃ-sin. Agus nuair a ḃí sé ag dul isteaċ go Caṗárnaum ṫáinig taoiseaċ céad ċuige 'ġá ġuiḋe, agus dúḃairt sé: A Ṫiġearna, tá mo ṁac sa ḃaile 'na luíġe le droċ ḃreóiteaċt agus tá pianta móra air. Agus dúḃairt Íosa leis: Tiocfad-sa agus leiġisfad é. Agus dúḃairt an taoiseaċ: A Ṫiġearna, ní fiú mise go dtiocfá fé m' ḋíon; aċ abair an focal aṁáin agus beiḋ mo ṁac slán. Mar is duine mise atá fé smaċt, agus tá saiġdiúirí fúm, agus deirim leis an ḃfear so: imṫiġ, agus imṫiġean sé; agus le fear eile: tar, agus tagan sé; agus le m' ṡeirḃíseaċ: déin so, agus déinean sé é. Agus nuair airiġ Íosa san do ḋéin sé iongna ḋé, agus dúḃairt sé leis an muíntir a ḃí 'ġá leanṁaint: Go deiṁin adeirim liḃ, ní ḃfuarar a leiṫéid sin de ċreideaṁ i n-Israel. Agus deirim liḃ go dtiocfiḋ a lán ó'n ndoṁan tsoir agus ó'n ndoṁan tsiar agus go luiġfid siad i n-uċt Abraham agus Isaac agus Iacob i ríġeaċt na ḃflaṫas: Agus caiṫfar clann na ríġeaċta amaċ sa dorċadas mar a

mbeiḋ gol agus díosgán fiacal. Agus dúḃairt Íosa leis an dtaoíseaċ céad: Imṫiġ, agus déintear duit do réir mar a ċreidis.



## An Ceaṫramaḋ Doṁnaċ ó'n Epiṗaní.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 8.)

Sa n-am san: Do ċuaiḋ Íosa ar bórd na loinge, agus do lean a ḋeisgiobuil é, agus féuċ, do ṫáinig suaṫaḋ mór sa bfarge, i dtreó go raiḃ an long d'á múċaḋ leis na tonnaiḃ, agus ḃí seisean 'n-a ċodla. Agus ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige agus do ḋúisíġdar é; A Ṫiġearna, ar siad, saor sinn, tá an bás againn. Agus dúḃairt Íosa leó: Cad is eagal daoíḃ, a ḋaoíne gan puínn creidiṁ? Ansan d' éiriġ sé agus dúḃairt sé leis an ngaoiṫ agus leis an uisge fanṁaint socair, agus ṫáinig ciúnas mór. Dé sin do ġlac iongna na daoíne, agus dúḃradar: Cad é mar ḋuine é seo, go bfuil gaoṫ agus farge úṁal dó?

# An Cúigṁaḋ Doṁnaċ ó'n Epiṗaní.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 13.)

Sa n-am san: Do laḃair Íosa leis na daoine an tsoluíd seo: Is cosṁuil ríġeaċt na bflaṫas le duine a ċuir síol fóġanta 'na ċuid tailiṁ. Aċ nuair a ḃí na daoine 'ná gcodla ṫáinig a naṁaid agus d' arċuir sé cogal i lár na cruiṫ-neaċtan agus d' imṫiġ sé. Agus nuair a ḃí an geaṁar ag fás agus an toraḋ ag teaċt do ċonacṫas an cogal. Ansan ṫáinig a ṡeirḃísiġ ċun fir an tíġe agus dúḃradar: A Ṫiġearna, náċ síol fóġanta a ċuiris ad ċuid tailiṁ? Cá ḃfuair sé an cogal mar sin? Agus dúḃairt sé leó: Naṁaid a ḋéin an níḋ sin. Agus dúḃairt na seirḃísiġ leis: An toil leat sinn do ḋul agus an cogal a ḃaint? Agus dúḃairt sé: Ní toil: le h-eagla, ag staṫaḋ an ċogail daoiḃ go staṫfaḋ siḃ an ċruiṫneaċt. Leogtar dóiḃ araon fás go dtagaiḋ an fóġṁar, agus nuair a ṫiocfiḋ an fóġṁar déarfad leis na buanaiḋṫiḃ: Bailiġiḋ an cogal ar dtúis agus ceangalaiġ 'na ṗunanaiḃ é le dóġ, aċ déiniġ an ċruiṫneaċt dó ḃailiúġaḋ isteaċ am sgioból.

# An Séṁaḋ Doṁnaċ ó'n Epiṗaní.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 13.)

Sa n-am san: Do laḃair Íosa leis na daoine an tsoluíd seo. Is cosṁuil ríġeaċt na ḃflaṫas le gráinne de ṡíol mustáird a ṫóg duine le cur 'na ġarraiḋe. Ní'l síol ar biṫ is lúġa 'ná é, aċ nuair ḟásan sé ní'l glasra ar biṫ is mó 'ná é, agus déinean crann dé, i dtreó go dtagaid éanlaiṫe an aéir agus go neaduíġid siad 'na ġéagaiḃ. Do laḃair sé soluíd eile leó: Is cosṁuil ríġeaċt na ḃflaṫas leis an ngiost a ġlac an ḃean agus a ċuir sí i ḃfolaċ i dtrí tóṁasaiḃ plúir, gur ġlac an plúr go léir an giost. Do laḃair Íosa na neiṫe seo uile i ḃfuirm soluídí leis na daoine; agus níor laḃair sé leó aċ i soluídiḃ: ionus go gcóṁlíonfí an focal a laḃair an fáiġ nuair adúḃairt sé: Osgalóċad mo ḃéul i soluídiḃ, noċtfad neiṫe atá foluiġṫe ó ċruṫniúġaḋ an doṁain.

# An Doṁnaċ i Septuagesima.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 20.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobolaiḃ an tsoluíd seo: Is cosṁail ríġeaċt na bflaṫas le fear tíġe a ċuaiḋ amaċ go moċ ar maidin ag réiḋteaċ le luċt oibre d'á ḟíonġort. Do réiḋtiġ sé leis an luċt oibre ar ṗingin sa ló agus ċuir sé ag obair iad sa bfíonġort. Ċuaiḋ sé amaċ arís tímpal an tríṁaḋ h-uair agus fuair sé tuile luċt oibre 'na seasaṁ díoṁaoín ag áit an ṁargaiḋ, agus dúḃairt sé leó: Téiḋiġ-se, leis, isteaċ am ḟíonġort-sa ag obair agus taḃarfad daoiḃ sé mar a beiḋ ceart. D' imṫíġdar isteaċ. Ċuaiḋ sé amaċ arís ar an séṁaḋ h-uair agus ar an naoṁaḋ h-uair agus ḋéin sé mar an gcéadna. Tímpal an t-aon uair ḋéag, áṁṫaċ, ċuaiḋ sé amaċ agus fuair sé tuile 'na seasaṁ, agus dúḃairt sé leó: Cad ċuige ḋaoiḃ beiṫ 'n búr seasaṁ anso díoṁaoín an lá go léir? Dúbradar-san: Mar sin níor réiḋtiġ aoinne linn. Dúḃairt sé leó: Téiḋiġ-se leis isteaċ am ḟíonġort-sa.

Um ṫráṫnóna dúḃairt tiġearna an ḟíonġoirt le n-a stíḃard: Glaoiḋ ar an luċt oibre agus taḃair a dtuarastal dóiḃ, agus tosnuiġ leis an muíntir is déanaiġe a ṫáinig. Ṫáinig an ṁuíntir a ṫosnuiġ obair ar uair a h-aondéag, agus do tugaḋ pingin an duine dóiḃ. Do ṁeas an ṁuíntir a ṫáinig sa n-obair ar maidin go moċ go ḃfaiġdís breis. Aċ do fuaradar-san, leis, pingin an duine. Nuair a fuaradar an méid sin ċromadar ar ċeisneaṁ i n-aġaiḋ an ḟir-tíġe, agus dúḃradar: Níor ḋéinadar so a ṫáinig go déanaċ aċ uair oibre, agus ċuiris ar aon dul leó san sinne d' ḟuiling cruaḋtan agus broṫal an laé. Do laḃair seisean le duine acu, agus dúḃairt sé: A ḋuine ṁuíntearṫa, ní'l aon éugcóir agam 'á ḋéanaṁ ort. Náċ ar ṗingin a réiḋtíġis liom? Seó, tóg leat do ċuid agus imṫiġ do ḃóṫar. Is toil liom oiread a ṫaḃairt do'n ḟear so a ṫáinig déanaċ agus a ṫugaim duitse. Nó an aṁlaiḋ náċ ceart dom an níḋ is toil liom a ḋéanaṁ? An droc ṡúil atá agat, óir is duine fóġanta mise? Sin mar a ḃeiḋ an luċt deirinaċ ar tosaċ agus an luċt tosaiġ ar deire. Óir tá mórán glaoiḋte agus beagán toḃṫa.

# Doṁnaċ i Secsagesima.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 8.)

Sa n-am san: Nuair a ċruinniġ sluaġ ana ṁór agus ḃíodar ag ruiṫ amaċ as na caṫaraċa ag trial ar Íosa, dúḃairt sé i ḃfuirm soluíde: Ċuaiḋ curadóir amaċ ag cur a ċod' síl: agus ag croṫaḋ an tsíl dó do ṫuit cuid de'n tsíol i n-aice an ḃóṫair agus do gaḃaḋ do ċosaiḃ ann agus ṫáinig éunlaiṫe an aéir agus d' iṫeadar é. Agus do ṫuit tuile ḋé ar an gcaraig agus d' ḟeóc sé sa ḃfás mar ní raiḃ úrṁaireaċt aige. Agus ṫuit tuile ḋé ameasg na sgeaċ agus d' ḟás na sgeaċa i n-aonḟeaċt leis agus ṁúċadar é. Agus do ṫuit tuile ḋé sa talaṁ fóġanta agus d' ḟás sé agus ṫug sé toraḋ fó ċéad. Ar ráḋ an méid sin dó do laḃair sé go h-árd: An t-é go ḃfuil cluasa le h-éisteaċt air cloiseaḋ sé. Aċ d' ḟiafraiġ a ḋeisgioboil ḋé cad é an bríġ a ḃí leis an soluíd sin. Dúḃairt seisean leó: Do tugaḋ daoiḃse mistéir ríġeaċta na ḃflaṫas d' aiṫint; do'n ċuid eile, áṁṫaċ, i

ḃfuirm soluídí, i dtreó go ḃfeicfidís agus ná feicfidís, agus go gcloisfidís agus ná tuigfidís. An ċuid a ṫuitean i n-aice an ḃóṫair, siniad na daoine a ċloisean, agus tagan an diaḃal 'na ḋiaiġ san agus tógan sé an focal as a gcroiḋe i dtreó ná creidfidís agus ná saorfí iad. Agus an ċuid a ṫuitean ar an gcarraig, siniad an ṁuintir a ġlacan an focal le h-áṫas nuair airiġid siad é: agus ní ḃíd na préaṁċa acu so: óir creidid siad ar feaḋ tamail, agus i n-am an ċaṫa téid siad ar gcúl. An ċuid, áṁ, a ṫuit ameasg na sgeaċ, siniad an ṁuintir d'airiġ an focal, aċ ag dul dóiḃ i ndiaiġ cúram agus i ndiaiġ saiḋḃris, agus i ndiaiġ pléisiúir an tsaoġail, múċtar iad agus ní ṫugaid siad aon toraḋ. Aċ an ċuid a ṫuitean ar an dtalaṁ fóġanta, siniad an ṁuintir a ġlacan an focal leis an ndeaġ-ċroiḋe is feárr nuair a ċloisid siad é, agus coimeádaid siad é, agus tugaid siad toraḋ uaṫa le fadḟulang.

# Doṁnaċ i gCuincuegesima.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 18.)

Sa n-am san: Do ṫóg Íosa i leiṫ taoiḃ an dáréag, agus dúḃairt sé leó: Féuċ, táimíd ag dul suas go Jerúsalem, agus cóṁlíonfar gaċ níḋ atá sgríoḃṫa ós na fáiġiḃ ar Ṁac an Duine. Óir taḃarfar suas do ġeintiḃ é, agus déanfar fonaṁaid faoi, agus geaḃfar de sgiúirsiḃ air, agus caiṫfar seilí air, agus tar éis na sgiúrsála cuirfid siad ċun báis é, agus éireóċaiḋ sé ó'n mbás an tríṁaḋ lá. Agus níor ṫuigeadar-san aon níḋ de na neiṫiḃ sin, agus ḃí an ċaint sin foluiġṫe uaṫa, agus níor ṫuigeadar na neiṫe a dúḃraḋ. Aċ nuair a ḃíodar ag teaċt i gcóṁgar do Jericó, ḃí dall i n-aice an ḃóṫair ag lorg déirce. Agus nuair airiġ sé an sluaġ ag gaḃáil ṫairis d'ḟiafraiġ sé cad é sin. Dúḃradar leis gur ḃ'é Íosa Nasarect a ḃí ag gaḃáil ann. Do liúiġ seisean: A Íosa, a Ṁic Dáiḃid, déin trócaire orm, ar seisean. Ḃagair na daoine air éisteaċt, aċ sin mar is mó do liúiġ sé: A

Ṁic Dáiḃid, déin trócaire orm. Do stad Íosa agus d' órduiġ sé é ṫabairt ċuige. Agus nuair a ḃí sé ag teaċt 'na ċóṁgar ċuir sé an ċeist ċuige. Cad ba ṁaiṫ leat mé ḋéanaṁ duit? ar seisean. Agus dúḃairt sé: Go ḃfeicfinn, a Ṫiġearna. Agus dúḃairt Íosa leis: Féuċ ad ṫimpal. Do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫu. Agus fuair sé radarc láiṫreaċ, agus do lean sé eisean ag molaḋ Dé. Agus nuair a ċonaic na daoine go léir an níḋ sin ṫugadar molaḋ do Ḋia.

## CÉADAOÍN AN LUAIṪRIĠ.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 6.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobolaiḃ: Nuair a ḋéanfiḋ sibse trosgaḋ, ná bíḋiġ gruama, ar nós na mealltóirí a ḃíon 'ġá leogaint orṫa. Óir déinid siad a gcionáċa míliṫaċ i dtreó gur ḋóiċ le daoine iad a ḃeiṫ ag déanaṁ trosgaiḋ. Deirim liḃ, go deiṁin, go ḃfuil a ndíoluíġeaċt féin fágalta acu. Aċ

tusa, nuair a ḋéanfir trosgaḋ, cuir oíle ar do ċeann agus nig t' aġaiḋ, i dtreó ná h-aiṫneóċaid daoine tu ḃeiṫ ag déanaṁ trosgaiḋ. aċ go n-aiṫneóċaiḋ t' Aṫair é, atá sé ċeilt, agus go dtaḃarfiḋ t' Aṫair a ċíon sé ċeilt, do ḋíoluíġeaċt duit. Ná cruinnig stór daoiḃ féin ar an dtalaṁ so, mar a n-iṫean an león agus an ṁeirg é: agus mar a ndéinid na biṫeaṁnaiġ é ṫóċ agus do ġuid. Aċ cruinnig stór daoiḃ féin insna flaṫais, áit ná loitean an león 'ná an ṁeirg é agus ná déinid na biṫeaṁnaiġ é ṫóċ agus é ġuid. Óir, an áit 'na ḃfuil do ċuid stóir is ann atá do ċroíḋe.

---

## AN ĊÉAD DOṀNAĊ DE'N ĊARAÍĠEAS.

Leanṁaint ar an Soísgéal naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 4.)

Sa n-am san: Do ṡeól an Spiorad Íosa isteaċ sa ḃfásaċ go gcurfí caṫ air ó'n ndiaḃal. Agus nuair a ḋéin sé trosgaḋ ar feaḋ daċad lá agus daċad oíḋċe, ansan do ṫáinig ocras air. Agus ṫáinig an t-áirseóir agus dúḃairt

sé leis: Má ’s tu Mac Dé órduiġ arán a ḋéanaṁ de ’s na clocaiḃ sin. Agus dúḃairt seisean ’ġá ḟreagra: Tá sgríoḃṫa: Ní h-ar arán aṁáin a ṁairean an duine aċ ar an uile ḟocal d’á dtagan ó ḃéul Dé. Ansan do ṫóg an t-áirseóir leis é isteaċ sa ċaṫair naoṁṫa agus ċuir sé ’na ṡeasaṁ ar spuaic an teampuil é, agus dúḃairt sé leis: Má ’s tu Mac Dé caiṫ ṫu féin le fánaiḋ. Óir tá sgríoḃṫa: Mar go dtug sé órdúġaḋ d’á aingealaiḃ ad ṫaoḃ, agus glacfid siad ’na láṁaiḃ ṫu sul a mbuailfá do ċos i gcoinniḃ cloiċe. Dúḃairt Íosa leis: Tá rud eile sgríoḃṫa leis. Ná déin fromaḋ ar do Ṫiġearna Dia. Ansan do rug an t-áirseóir é go mulaċ cnuic a ḃí ana árd agus taisbeáin sé dó ríġeaċta an doṁain go léir, agus a ngradam, agus dúḃairt sé leis: Taḃarfad iad san go léir duit aċ sléaċtaḋ dom agus mé ḋ’ aḋraḋ. Ansan dúḃairt Íosa leis: Imṫiġ, a Ṡátan: Óir tá sgríoḃṫa: Aḋarfiḋ tú do Ṫiġearna Dia, agus beiḋ tú úṁal dó san aṁáin. Ansan d’ imṫiġ an t-áirseóir uaiḋ, agus féuċ, ṫáinig na h-aingil agus ḋéineadar friṫálaṁ air.

# AN TARNA DOṀNAĊ DE'N ĊARAÍĠEAS.

Leanṁaint ar an Soisgéal naoṁṫa do réir Ṁaiṫiú.
(Mat. 17.)

Sa n-am san: Do ṫóg Íosa leis Peadar agus Séamus agus Eóin a ḋriṫáir-sin, agus do rug sé leis suas iad go bárr cnuic aoírd, agus ṫáinig aṫarúġaḋ cló air os a gcóṁair. Ṫáinig taiṫneaṁ 'na ġnúis ar nós na gréine agus d' iompuiġ a ċuid éudaiġ ċóṁ geal le sneaċta. Agus do ċonacadar Maoíse agus Elías agus iad ag caint leis. Agus dúḃairt Peadar le h-Íosa: A Ṫiġearna, is maiṫ an ḃail orainne ḃeiṫ anso: Má 's áil leat déinimís anso trí pubail, pubal duitse agus pubal do Ṁaoíse agus pubal d' Elías. Le línn na cainte sin do ráḋ ḋó ṫáinig sgamal soílseaċ agus ċlúdaiġ sé iad. Agus féuċ, ṫáinig an guṫ as an sgamal agus dúḃairt: Sidé mo Ṁac dílis ar a ḃfuil mo ġreann: Éistiġ leis. Agus nuair airiġ na deisgiobuil an guṫ do ṫuiteadar ar a mbéul agus eagla mór orṫa. Agus ṫáinig Íosa agus ċuir sé a láṁ orṫa, agus dúḃairt sé leó:

Éirig, agus ná bíoḋ eagal oraiḃ. Agus d' ḟéuċadar suas agus ní ḟeacadar aoinne aċ Íosa féin. Agus ag teaċt anuas ó'n gcnuc dóiḃ dúḃairt sé leó: Ná h-ínsiġ d' aoinne an raḋarc go n-éiríġiḋ Mac an Duine ó's na marḃ.

## An Tríṁaḋ Doṁnaċ de'n Ċaraíġeas.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. ii.)

Sa n-am san: Ḃí deaṁan ag Íosa d'á ḋíbirt as duine, agus deaṁan balḃ dob eaḋ é. Agus nuair a ḋíbir sé amaċ an deaṁan do laḃair an duine, agus ḃí iongna ar an sluaġ. Dúḃairt, áṁṫaċ, cuid d'á raiḃ láiṫreaċ: Is le cóṁaċt Ḃilsebub, ríġ na ndeaṁan, a ċuirean sé na deaṁain amaċ. Agus d' iar tuille acu air, ag déanaṁ fromṫa air, cóṁarṫa ó neaṁ do ṫais-beáint dóiḃ. Aċ do ċonaic Íosa an rud a ḃí 'na gcroíḋe agus dúḃairt sé leó: Gaċ ríġeaċt a ḃíon deiġilte i gcoinniḃ a ċéile, téiḋan sé ar neaṁníḋ, tuitfid na tíġṫe ar a ċéile ann. Má

tá Sátan deiġilte 'na ċoinniḃ féin conus a ḟeasóċaiḋ a ríġeaċt? Agus go ndeirtí-se gur le cóṁaċt Ḃílsebub a ċuirim-se na deaṁain amaċ. Má 's le cóṁaċt Ḃílsebub a ċuirim-se na deaṁain amaċ cad í an ċóṁaċt le n-a gcuirid búr gclann féin amaċ iad? Fágaim fé ḃreiṫ búr gclainne féin siḃ. Aċ má 's le cóṁaċt Dé a ċuirim amaċ na deaṁain dar ndóiċ siné ríġeaċt Dé tagaiṫe i mbúr measg. Nuair a ċoimeádan fear láidir armṫa a ṫiġ bíon síoṫċáin ar gaċ níḋ 'na ṡeilḃ. Aċ má tagan fear is treise 'ná é agus má ḃuaḋan sé air, tógan sé leis an t-arm go léir ar a raiḃ a ṡeasaṁ-san agus roinnfiḋ sé a ċuid. An t-é ná fuil liom tá sé am ċoinniḃ: agus an t-é ná déinean cnósaċ mar aon liom déinean sé sgaipe. Nuair a ḃíon an spiorad truailiġṫe imiġṫe as an nduine gluaisean sé tré áiteanaiḃ gan uisge a d' iaraiḋ suaimnis, agus nuair a ṫeipean air deir sé: Fillfad ċun mo ṫiġe as a dtánag amaċ. Agus nuair a ṫagan sé ġeiḃan sé an tiġ sguabṫa glan, órnáideaċ. Ansan imṫíġean sé agus tugan sé leis seaċt spiorada eile is measa 'ná é féin, agus téid siad isteaċ agus cóṁnuí-

ġid siad ann. Agus is measa staid deirinaċ an duine sin 'ná a ċéad staid. Agus do ṫárla, nuair a dúḃairt sé an méid sin gur laḃair bean sa tsluaġ, do ġuṫ árd, agus dúḃairt sí: Is beanuiġṫe an ḃroinn d' iompair ṫu agus na cíoċa do ḋeólais. Aċ dúḃairt seisean: Ní h-eaḋ, aċ is beanuiġṫe an ṁuíntir a ċloisean briaṫar Dé agus a ċoimeádan é.

---

## An Ceaṫramaḋ Doṁnaċ de'n Ċaraíġeas.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin. 6.)

Sa n-am san: D' imṫiġ Íosa treasna mara Ġailili .i. Ṫiberias; agus do lean mór ṡluaġ é, mar do ċonacadar na mírḃúiltí a ḃí aige 'á ḋéanaṁ ar na daoine a ḃí gan sláinte. D' imṫiġ sé, d'á ḃríġ sin, an cnuc suas agus do ṡuiġ sé i ḃfoċair a ḋeisgiobul. Agus do ḃí an Ċáisg, lá féile na n-Iúdaċ, ana aċamair. Nuair árduiġ Íosa a ṡúile agus nuair a ċonaic sé go raiḃ camṫa mór daoine tagaiṫe ċuige dúḃairt

sé le Pilib: Cá gceanóċaimíd arán dóiḃ seo le n-iṫe? Dúḃairt sé an méid sin, áṁṫaċ, 'ġá ḃraṫ, óir ḃí a ḟios aige féin cad a ḃí beartuiġṫe aige a ḋéanaṁ. D' ḟreagair Pilib é: Ní ḃeaḋ i luaḋ dá ċéad pingin de ḃulógaiḃ oiread agus a ṫaḃarfaḋ blúire beag do'n duine acu. Dúḃairt deirsgiobul leis, Aindrias, driṫáir Ṡímon Ṗeadair: Tá buaċail anso agus tá cúig ḃulóga órnan aige agus dá iasg, aċ cad é an ḟaid le dul an méid sin ar oiread daoine? Ansan dúḃairt Íosa: Cuiriġ na daoíne 'na suíġe. Ḃí mórán féir sa n-áit. Ṡuiġ na daoíne síos, tímpal ċúig ṁíle duine. Ansan do ġlac Íosa an t-arán agus, tar éis buiḋċais a ḃreiṫ, do roínn sé é ar na daoíne a ḃí 'na suíġe, agus na h-éisg ar an gcuma gcéadna, go raḃdar go léir sásta. Nuair a ḃíodar go léir lán tsásta dúḃairt sé le n-a ḋeirsgiobulaiḃ: Bailíġiḋ an mion-arán atá fágṫa sul a raġaḋ sé amú. Do ḃailíġdar, agus do líonadar dá ċiseán déag de'n ṁion-arán a ḃí ar na ċúig bulógaiḃ órnan i nDiaiġ na ndaoíne a ċaiṫ an bia. Ansan nuair a ċonaic na daoíne sin gur ḋéin Íosa an ṁirḃúilt, dúḃradar: Is fáiġ gan

aṁras an ḟear so, atá ag teaċt sa doṁan. Ḃí a ḟios ag Íosa, áṁṫaċ, go raḃdar ar aigne teaċt agus breiṫ air agus ríġ a ḋéanaṁ dé agus d' imṫiġ sé uaṫa airís sé 'n gcnuc, i n' aonar.

## Doṁnaċ na Páise.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin. 8.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le sluaiġtiḃ na n-Iúdaċ: Cé 'cu agaiḃ a ċuirfiḋ peaca am leiṫ? Má insim an ḟírinne ḋaoiḃ cad fá ná creideann siḃ mé? An t-é atá ó Ḋia éisteann sé le bréiṫriḃ Dé. Isé cúis ná h-éisteann siḃse leó mar ní h-ó Ḋia siḃ. D' ḟreagair na Iúduíġ, agus iseaḋ a dúḃradar leis: Náċ maiṫ a dúḃ-ramair-ne é, gur Samaritánaċ tu agus go ḃfuil deaṁan ionat? D' ḟreagair Íosa: Ní'l deaṁan ionamsa; aċ tugaim onóir do m' Aṫair. agus ṫugḃúir-se easonóir dómsa. Aċ ní loirgim-se mo ġlóire féin. Tá an t-é a loirgean san agus taḃarfiḋ sé breiṫ. Go deiṁin, go deiṁin adeirim liḃ, an t-é ċóṁlíonfiḋ mo ċaint-se ní

ḟeicfiḋ sé bás go deó. Dúḃairt na Iúduiġ d'á ḃríġ sin: Tá ḟios againn anois go ḃfuil deaṁan ionat. Tá Ábraham tar éis ḃáis, agus na fáiġe: agus deirir-se: Má ċóṁlíonan duine mo ċaint-se ní ḃfaiġiḋ sé bás go deó. An aṁlaiḋ is mó de ḋuine ṫusa 'ná ár n-aṫair Ábraham atá tar éis ḃáis? Agus táid na fáiġe tar éis ḃáis. Cé h-é ṫusa dar leat féin? D' ḟreagair Íosa: Má ṫugaimse glóire dom féin is neaṁníḋ mo ġlóire: isé m' Aṫair a ṫugan glóire ḋom, an t-é go ndeir sibse gur b' é ḃúr nDia é, agus gan aiṫne agaiḃ air. Aċ tá aiṫne agamsa air. Agus má deirim ná fuil aiṫne agam air beiḋ mé mar sibse, ag ráḋ an éiṫiġ. Aċ tá aiṫne agam air agus cóṁlíonaim a ḃriaṫar. Ba ṁór ag Ábraham, ḃúr n-aṫair-se, go ḃfeicfaḋ sé mo lá-sa. Do ċonaic agus ḃí áṫas air. Dúḃairt na Iúduiġ d'á ḃríġ sin: Ní'l caogad blian d' aois fós agat agus ċonaicis Ábraham? Dúḃairt Íosa leó: Go deiṁin, go deiṁin adeirim liḃ, táim-se ann ó roiṁ Ábraham a ḃeiṫ ann. Dé sin do ṫógadar na cloċa ċun iad dc ċaiṫeaṁ leis: Aċ do ċeil Íosa a ċló orṫa agus d' imṫiġ sé amaċ as an dteampul.

# Doṁnaċ na Pailme.

Páis ár dTiġearna Íosa Críosd, do réir Ṁaitiú.
(Mat. 26 ⁊ 27.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Is eól daoiḃ go mbeiḋ an Ċáisg ann tar éis ḋá lá, agus taḃarfar Mac an Duine suas ċun a ċéasta. Ansan do ṫáinig i bfoċair a ċéile uaċtaráin na sagart agus seanóirí an ṗobuil i halla an árdṡagairt, dár b' ainim Cáiṗas: agus do ḋéineadar cóṁairle go ndéanfidís Íosa do ġabáil le ceilig agus é ċur ċun báis. Dúḃradar áṁṫaċ: Ná déintear é lá na féile le h-eagla go mbeaḋ toirmeasg sa ṗobul. Aċ nuair a ḃí Íosa i mBetánia i dtig Ṡíomoinn an laḃair, ṫáinig bean ċuige agus árṫaċ aici a ḃí lán d' ola ana ḋaor agus do ḋoirt sí ar a ċeann é agus é 'na luiġe. Ċonaic na deisgioboil san agus ṫáinig díombáġ orṫa agus dúḃradar: Cad ċuige an ḃásta so? Do féadfí é sin a ḋíol ar ṁórán airgid agus é ṫaḃairt dos na boċtaiḃ. Do ṫuig Íosa, áṁṫaċ, agus dúḃairt sé leó: Cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ ag

iomaiġ leis an mnaoi seo: is gníoṁ maiṫ atá déanta aici orm-sa. Óir táid na boiċt i gcóṁnuiġe agaiḃ i nḃúr ḃfoċair, aċ ní'lim-se i gcóṁnuiġe agaiḃ. Óir nuair a ċuir sí seo an ola so ar mo ċorp-sa is ċun m' aḋlacta a ḋéin sí é. Go deiṁin adeirim liḃ, pé áit ar fuid an doṁain go léir go gcraoḃsgaoilfar an Soísgéal so ann, 'neósfar leis, mar ċuíṁne uirṫi seo, an gníoṁ so atá déanta aici. Ansan d' imṫiġ duine de'n dáréag, dár ḃ' ainim Iúdás Iscáriot, ag triall ar uaċtaránaiḃ na sagart, agus dúḃairt sé leó: Cad is toil liḃ a ṫaḃairt dóṁ-sa agus taḃarfad suas daoiḃ é? Agus ṡocaruíġdarsan leis ar ṫríoċad píosa airgid. Agus as san amaċ ḃí sé ag faire ar ċaoi ċun é ṫaḃairt suas. An ċéad lá, áṁṫaċ, de laeṫeanta an aráin gan giost ṫáinig na deisgioboil ċun Íosa agus dúḃradar: Cár ṁaiṫ leat go ndéanfimís an ċáisg d' olṁuġaḋ duit le caiṫeaṁ? Agus dúḃairt Íosa: Téigiḋ sa ċaṫair ċun duine áiriġṫe agus abraiġ leis: Deir an máiġistir: Tá m' aimsir i ngoireaċt dom; déanfad féin agus mo ḋeisgioboil an ċáisg agat-sa. Agus do ḋein na deisgioboil mar ḋ' orduiġ Íosa dóiḃ, agus d' olṁuíġdar an ċáisg. Agus nuair a ḃí an tráṫ-

nóna ann do ṡuiġ sé i bḟocair a ḋáréag deisgiobol. Agus mar a ḃíodar ag iṫe dúḃairt sé: Go deiṁin adeirim liḃ go bḟuil duine agaiḃ-se a ḋéanfiḋ mise ḋíol. Agus ṫáinig ana ḃuairt orṫa agus ċromadar, gaċ duine acu, ar a ráḋ: An mise é, a Ṫiġearna? Agus dúḃairt seisean 'ġá ḃfreagra: Duine a ċuirean a láṁ sa ṁéis am ċuíḃrean díolfiḋ sé mé. Tá Mac an Duine ag imṫeaċt fé mar atá sgríoḃṫa 'na ṫaoḃ, aċ is mairg do'n ḟear san tré a ndéanfar Mac an Duine do ḋíol. Ba ṁaiṫ an rud do'n ḟear san gan é teaċt riaṁ ar an saoġal. Dúḃairt Iúdás ansan, an fear a ḋíol é: An mise é, a Ṁáiġistir? Dúḃairt sé leis: Dúḃrais é. An ḟaid a ḃíodar ag iṫe do ṫóg Íosa arán agus ḃeanuiġ sé é agus ḃris sé é agus ṫug sé d'á ḋeisgiobolaiḃ é agus dúḃairt sé: Glacaiġ é agus iṫiġ é: Isé seo mo ċorp-sa. Ansan do ṫóg sé an ċailís agus ġaiḃ sé buiḋċas: agus ṫug sé ḋóiḃ agus dúḃairt sé: Ólaiġ go léir as so; Óir isé seo mo ċuid fola-sa an tiomna nua, a doirtfar ar son a lán ċun peacaí do ṁaiṫeaṁ. Deirim liḃ, áṁṫaċ, ní ólfad-sa airís de'n toraḋ so na fíneaṁna go dtí an lá san 'na n-ólfad é go nua mar aon liḃ-se i ríġeaċt m' Aṫar. Agus

ṫar éis an himna do ráḋ ḋóiḃ do ċuadar amaċ go cnuic Olibet. Ansan dúḃairt Íosa leó: Glacfiḋ siḃ go léir sganal umam-sa anoċt. Óir tá sgríoḃṫa: Buailfad an t-aoḋre agus sgaipfar caoíre an tréada. Aċ nuair eireóċad ó'n mbás raġad róṁaiḃ i nGalilí. Dúḃairt Peadar, áṁṫaċ, 'ġá ḟreagra: Bíoḋ go nglacfiḋ an uile ḋuine sganal umat ní ġlacfad-sa sganal umat ċoíḋċe. Dúḃairt Íosa leis: Go deiṁin adeirim leat, anoċt féin, sul a nglaoḋfiḋ an coileaċ, séanfir-se mé trí h-uaire. Dúḃairt Peadar leis: Bíoḋ go mbeaḋ orm bás d' ḟáġail i n-aonḟeaċt leat ní ḟéanfad ṫu. Dúḃairt na deisgioboil go léir an ċaint ċéadna. Ansan do ṫáinig Íosa agus iad féin ċun an ḃaile ar a dtugtar Getsemaní, agus dúḃairt sé le n-a ḋeisgiobolaiḃ: Suiḋig-se anso go dtéiḋead-sa ansúd anonn ċun úrnuiġṫe. Agus ṫóg sé leis Peadar agus beirt ṁac Sebedí, agus ṫusnuiġ sé ar ḃeiṫ go buarṫa agus go brónaċ. Ansan dúḃairt sé leó: Tá brón an ḃáis ar m' anam: fanaiġ anso agus déiniġ faire liom. Ansan do ḋruid sé tamal beag uaṫa agus do ṫuit sé ar a aġaiḋ, ag guiḋe, agus dúḃairt sé: A Aṫair, má's féidir é,

gaḃaḋ an ċailís seo ṫaram; aċ sa n-am gcéadna ná déintear mar is toil liom-sa aċ déintear mar is toil leat-sa. Agus ṫáinig sé ċun a ḋeisgiobol agus fuair sé iad 'na gcodla: Agus dúḃairt sé le Peadar: Féuċ, nár ḟéad-ḃúir faire ḋéanaṁ aon uair a' ċloig aṁáin liom? Déiniġ faire agus úrnuiġṫe ionus ná tuitfaḋ siḃ i gcaṫaiḃ. Tá an spioraid tugṫa, aċ tá an ḟeóil lag. Do ċuaiḋ sé i leiṫ taoiḃ airís ag guiḋe agus dúḃairt sé: A Aṫair, mura féidir an ċailís seo do ḋul ṫaram gan mé 'ġá h-ól, do ṫoil-se go ndéintear. Agus ṫáinig sé airís agus fuair sé 'na gcodla iad, óir do ḃí mairḃitíġe ar a súiliḃ. Agus d' ḟág sé iat agus d' imṫiġ sé airís agus ḋéin sé guiḋe an tríṁaḋ h-uair, ag ráḋ na cainte céadna. Ansan do ṫáinig sé ċun na ndeisgiobol agus dúḃairt sé: Déiniġ codla anois agus suaimneas: féuċ, tá an uair tagaiṫe agus taḃarfar Mac an Duine i láṁaiḃ na bpeacaċ. Eiriġ, gluaisimís: féuċ, tá an fear a ḃraṫfiḋ mé ag teaċt. Agus é ag ráḋ na ḃfocal san, féuċ, ṫáinig Iúdás, duine de'n dáréug, agus sluaġ le n-a ċois a ċuir uaċtaráin na sagart agus seanóirí an pobuil leis, agus claiḋiṁte acu, agus bataí. An fear

a ḃraṫ é, áṁṫaċ, ṫug sé cóṁarṫa dóiḃ. Dúḃairt sé leó: An t-é go dtaḃarfad-sa póg dó, sin é, gaḃaiġ greim air. Agus láiṫreaċ ṫáinig sé ċun Íosa agus dúḃairt sé: Go mbeanuiġṫear duit, a Ṁáiġistir. Agus ṫug sé póg dó. Agus dúḃairt Íosa leis: A ċara, cad ċuige go dtánaís? Ansan ṫánadar agus ċuireadar a láṁa ar Íosa agus ċoimeadadar greim air. Agus féuċ, duine de'n ṁuintir a ḃí i ḃfoċair Íosa, do ṡín sé a láṁ agus ṫaraig sé a ċlaiḋeaṁ agus do ḃuail sé seirḃíseaċ an árḋṡagairt agus ḃain sé an ċluas dé. Ansan dúḃairt Íosa leis: Cuir do ċlaiḋeaṁ ṫar n-ais i n-a inead féin. Óir gaċ duine a ṫógfiḋ claiḋeaṁ is le claiḋeaṁ a ṫuitfiḋ sé. An dóiċ leat náċ féidir dóṁ-sa a iaraiḋ ar m' Aṫair agus cuirfiḋ sé ċúgam láiṫreaċ níos mó 'ná dá ḃuiḋean déag aingeal? Conus d'á ḃríġ sin a cóṁlíonfar an Scriptiúir, óir ní foláir a ṫuitim amaċ mar seo? An uair sin dúḃairt Íosa leis an sluaġ: Ṫánḃúir amaċ ċun berṫa orm agus claiḋṁṫe agus bataí agaiḃ, mar a ṫiocfaḋ siḃ ċun berṫa ar ḃiṫeaṁnaċ. Ḃíos am ṡuíḋe sa teampul gaċ lá ag teagasg i nḃúr measg agus níor rugḃúis greim orm. Aċ tá so go léir déanta ċun go

gcóṁlíonfí Scriptiúirí na ḃfáiġ. Ansan d' ḟág na deisgioboil go léir é agus do teiṫeadar. Aċ do ċoimeád an ṁuíntir eile greim ar Íosa agus do rugadar leó é i láṫair an árdṡagairt Cáiṗas, mar a raiḃ na Sgríḃnéoirí agus na seanóirí cruinniġṫe. Do lean Peadar é, áṁṫaċ, aḃfad siar, go teiġlaċ an árdṡagairt. Agus ċuaiḋ sé isteaċ agus ṡuiġ sé ameasg na seirḃí-seaċ, go ḃfeicfaḋ sé deire na h-oibre. Agus ḃí uaċtaráin na sagart agus an ċóṁairle go léir ag lorg fiaḋnaise bréige i n-aġaiḋ Íosa ċun go ndaorfidís ċun báis é, agus do ṫeip orṫa, bíoḋ go dtáinig a lán finniṫe bréige suas. Fé ḋeire, áṁṫaċ, ṫáinig beirt finniṫe bréige agus dúḃradar: Dúḃairt an fear so, Tá ar mo ċumas-sa teampal Dé do leagaḋ agus é ċur suas airís i gceann trí lá. Ansan d' éiriġ an t-árdṡagart 'na ṡeasaṁ agus dúḃairt sé: Ná abran tú focal leis na neiṫe atá acu so ḋ'á ḋearḃúġaḋ ort? Aċ níor laḃair Íosa. Agus dúḃairt an t-árdṡagart leis: Iaraim ort i n-ainim Dé atá beó go 'neósfá ḋúinn an tú Críost Mac Dé. Dúḃairt Íosa leis: Dúḃrais é. Agus deirim liḃ 'na ṫeanta san go ḃfeicfiḋ siḃ 'na ḋiaiġ so Mac an

Duine 'na ṡuiḋe ar deasláiṁ nirt Dé agus ag teaċt i néulaiḃ neiṁe. Ansan do strac an t-árdsagart a ċuid éadaiġ agus dúḃairt sé: Tá diaṁaslaḋ déanta aige. Cad is gá ḋúinn a ṫuile fínniṫe? Féuċ anois do ċloisḃúir an diaṁaslaḋ: cad a ċíḋtar daoiḃ? Agus d' ḟreagradar: Tá bás tuilte aige. Ansan do ċaiṫeadar seilí sa n-aġaiḋ air agus ḃuaileadar le dóirnniḃ é, agus ḃuaileadar le n-a mbasaiḃ sa n-aġaiḋ é, agus deirdís: Targair dúinn, a Ċríost, cé a ḃuail tú? Ḃí Peadar, áṁ, 'na ṡuiḋe sa ríġ-ṫeiġlaċ agus ṫáinig duine des na cailíní ċuige agus dúḃairt sí: Ḃís-se leis i ḃfoċair Íosa an Gaililíaċ. Agus do ṡéan sei-sean os a gcóṁair go léir, agus dúḃairt sé: Ní ḟeadar cad a deirir. Agus ḃí sé ag gaḃáil an dorus amaċ agus ċonaic cailín eile é agus dúḃairt sí leis na daoine a ḃí láiṫreaċ: Ḃí sé seo, leis, i ḃfoċair Íosa, an Nasarénaċ. Agus do ṡéan Peadar arís agus ḋearḃuiġ sé: Óir ní'l aon aiṫne agam ar an nduine. Agus tar éis tamail ḃig ṫáinig na daoine a ḃí láiṫreaċ agus dúḃradar le Peadar: Go deiṁin is díoḃ súd tusa óir taisbeánan do ċaint gur díoḃ tú. Ansan do ċrom sé ar ḋeiṁniúġaḋ agus ar

ḋearḃúġaḋ ná raiḃ aon aiṫne aige ar an nduine. Le n-a linn sin do ġlaoiḋ an coileaċ. Agus do ċuíṁniġ Peadar ar an ḃfocal úd a dúḃairt Íosa: Sul a nglaoiḋfiḋ an coileaċ séanfir mé trí h-uaire. Agus d' imṫiġ sé amaċ agus do ġoil sé go dúḃaċ. Nuair a ṫáiniġ an ṁaidion, áṁṫaċ, do ċuaiḋ uaċtaráin na sagart go léir agus seanóirí an ṗobuil i gcóṁairle i n-aġaiḋ Íosa ċun go ndéanfidís é ċur ċun báis. Agus ṫugadar leó é gaḃṫa agus ṫugadar suas é do Ṗontius Pilát, an Riaġaltóir. Ansan do ċonaic Iúdás, an fear a ḋéin é ḃraṫ, gur daoraḋ ċun báis é agus ṫáinig aiṫreaċas air agus ṫug sé an tríoċad píosa airgid ṫar n-ais ċun uaċtarán na sagart agus ċun na seanóirí agus dúḃairt sé: Ḋéineas peaca, mar do ḃraṫas fuil an ḟíoraoin. Dúḃradar-san áṁ: Cad é sin dúinne sin? Bíoḋ san ort féin. Ansan do ċaiṫ sé na píosaí airgid isteaċ sa teampal agus d' ḟág sé an áit: Agus d' imṫiġ sé agus do ċroċ sé é féin le téid. Agus do ṫóg uaċtaráin na sagart na píosaí airgid, agus dúḃradar: Ní ceart iad do ċur sa Ċorbona mar is fiaċa fola iad. Aċ ḋéineadar cóṁairle agus ċeannuiġdar leó páirc an potadóra ċun daoine iasaċta d' aḋlacaḋ

ann. Mar ġeall air sin do tugaḋ ar an bpáirc sin Haceldama, 'sé sin, Páirc na fola, go dtí an lá so. Ansan do cóṁlíonaḋ an níḋ a dúḃairt Ieremías Fáiġ, mar a ndúḃairt sé: Agus do ġlacadar tríoċad píosa airgid, luaċ an t-é luaḋaḋ, an t-é do luaḋadar a' clanaiḃ Israel, agus ṫugadar iad ar ṗáirc an ṗotadóra, mar a ċeap an Tiġearna ḋom. Agus ḃí Íosa 'na ṡeasaṁ os cóṁair an Riaġaltóra agus do ċeistiġ an Riaġaltóir é, agus dúḃairt sé: An tusa ríġ na n-Iúdaċ? Agus dúḃairt Íosa: Dúḃrais é. Agus nuair a ċuir uaċtaráin na sagart ag 's na seanóirí coir 'na leiṫ níor ṫug sé aon ḟreagra orṫa. Ansan dúḃairt Pilát: Ná h-airiġean tú na neiṫe a ċuirid na fínniṫe ad leiṫ? Agus níor ḟreagair sé focal ar biṫ, i dtreó go raiḃ árd iongna ar an Riaġaltóir. Aċ ba ġnáṫ leis an Riaġaltóir, ar an lá solmanta, aon ṗríosúnaċ aṁáin, do réir mar a ṫoġfidís, do ṫaḃairt saor dos na daoine. Ḃí aige an uair sin, áiṁṫaċ, príosúnaċ coirpṫe dár ḃ' ainim Barabbas. Do ċruinniġ Pilát na daoine agus dúḃairt sé: Ciacu is toil liḃ go leogfinn saor ċúgaiḃ, Barabbas nó Íosa ar a nglaoiḋtear Críosd? Óir ḃí fios aige gur le

mioscais a ḋéineadar é ṫaḃairt suas. Agus mar ḃí Pilát 'na ṡuiḋe sa ċaṫaoir ḃreiṫeaṁantais do ċuir a ḃean teaċtaireaċt ċuige, 'gá ráḋ: Ná bíoḋ aon ḃaint agat leis an nduine fíoraonta san: óir tá a lán fuilingṫe indiu agam mar ġeall air, tré aisling. Aċ do ċuir uaċtaráin na sagart, agus na seanóirí, na daoine suas ċun Barabbais do ṫoġaḋ agus Íosa do ċur ċun báis. Agus d' ḟreagair an Riaġaltóir agus dúḃairt sé leó: Ciacu de'n ḃeirt is toil liḃ a leogaint saor ċúgaiḃ? Agus dúḃradar-san: Barabbas. Dúḃairt an Riaġaltóir leó: Agus cad a ḋéanfad i dtaoḃ Íosa ar a nglaoiḋtear Críost? Dúḃradar go léir: Céasdar é. Dúḃairt an Riaġaltóir leó: Agus cad é an t-olc atá déanta aige? Aċ do liúġdar níos aoirde: Céasdar é. Ċonaic Pilát nár ḃ' aon ṁaiṫ ḋó ḃeiṫ leó, aċ gur ag méuḋúġaḋ a ḃí an toirmeasg: fuair sé uisge agus do niġ sé a láṁa os cóṁair na ndaoine, agus dúḃairt sé: Táim-se saor ar ḟuil an ḟíoraoin seo: oraiḃ-se bíoḋ. Agus d' ḟreagair na daoine go léir agus dúḃradar: Bíoḋ a ċuid fola orainne agus ar ár slioċt. Ansan do leog sé saor ċúca Barabbas agus ṫug sé Íosa suas dóiḃ le céasaḋ, tar éis a sgiúrsála. Ansan do ṫóg

saiġdiúirí an Riaġaltóra Íosa leó amaċ sa halla agus ċruinniġdar ċuige an ḃuiḋean go léir, agus ḃaineadar a ċuid eudaiġ dé agus ċuireadar clóca dearg air, agus d' ḟiġeadar coróinn ḋeilgneaċ agus ċuireadar ar a ċeann í agus ċuireadar cleiṫ 'na láiṁ ḋeis. Agus do leogaidís iad féin ar leaṫ ġlúin ar a aġaiḋ amaċ, ag magaḋ fé, agus deiridís, Go mbean-uiġṫear duit, a Ríġ na n-Iúdaċ. Agus ċaiṫidís seile air, agus ṫógaidís an ċleiṫ agus ḃuailidís buile ḋi sa ċeann air. Nuair a ḃí a gcuid magaiḋ déanta acu ḃaineadar dé an clóca agus ċuireadar a ċuid éadaiġ féin uime agus do rugadar leó é ċun é ċéasaḋ. Ag gaḃáil amaċ dóiḃ, áṁṫaċ, do fuaradar duine ó Ċurenéa dár ḃ' ainm Simon, agus ċuireadar ḟéuċaint ar an nduine sin dul leó agus cros Íosa d' iompur. Agus do ṫánadar ċun na h-áite ar a dtugtar Golgota, 'sé sin, áit Ċalḃarí. Agus ṫugadar dó le n-ól fíon gur cuireaḋ domalas tríd. Agus nuair a ḃlais sé é ní ólfaḋ sé é. Agus nuair a ḋéineadar é ċéasaḋ do rainneadar a ċuid éadaiġ eatarṫa, 'ġá gcur ar ċranaiḃ: ionus go gcóṁlíonfí an níḋ adeir an fáiġ: Do rainneadar eatarṫa mo ḃalla éadaiġ, agus ċuireadar ar ċranaiḃ mo ċuid éadaiġ. Ansan

do ḟuiġdar ag faire air. Agus ċuireadar os cionn a ċínn a ċúis sgríoḃṫa: Is é seo Íosa Ríġ na n-Iúdaċ. Ansan do céasaḋ mar aon leis beirt ḃiṫeaṁnaċ, duine acu ar a láiṁ ḋeis agus duine ar a láiṁ ċlé. Agus an ṁuíntir a ġabaḋ ṫairis ṫugaidís diaṁasla ḋó agus deiridís ag croṫaḋ a gceann: Ḃáh; do leagfá teampul Dé agus ċuirfá suas airís é i gceann trí lá. Déin tu féin do ṡaoraḋ. Má's tú Mac Dé tar anuas ó'n gcrois. Ar an gcuma gcéadna, uaċtaráin na sagart, ag déanaṁ magaiḋ, mar aon leis na Sgríḃneóiríḃ agus leis na seanóiríḃ, deiridís: Do ṡáḃáil sé daoíne eile, ní'l ar a ċumas é féin do ṡáḃáil. Má 'sé Ríġ Israel é tagaḋ sé anuas anois ó'n gcrois, agus creidfimíd ann. Ḃí a ṁainġín a' Dia: saoraḋ sé anois é má's ionṁuin leis é: óir dúḃairt sé: Is mise Mac Dé. Agus na biṫeaṁnaiġ a ḃí céasta i n-aice leis, do ṫugadar an ṁasla céadna ḋó. Agus ó'n séṁaḋ h-uair ṫáinig doirċeaċt ar an ndoṁan go léir, go dtí an naoṁaḋ h-uair. Agus tímpal an naoṁaḋ h-uair do labair Íosa do ġuṫ ana árd agus dúḃairt sé: Eli, Eli, lamma sabacṫáni? 'Sé sin: A Ḋia, a Ḋia, cad uime gur ṫréigis mé? Agus ḃí daoine 'na seasaṁ ann agus d' airíġ-

dar é, agus dúḃradar: Tá sé sin ag glaoḋaċ ar Elias. Agus do riṫ duine acu láiṫreaċ agus d' aimsiġ sé spúinse agus ṫúm sé i mbinéigir é agus ċuir sé ar ḃarr bata é agus tug sé le n-ól dó. Aċ dúḃairt an ċuid eile: Fan go ḃfeiceam an dtiocfiḋ Elias 'ġá ṡaoraḋ. Agus d' éig Íosa arís do ġuṫ árd agus ṫug sé a anam uaiḋ.

(Anso tagaid na daoíne ar a nglúiniḃ ar feaḋ tamail ḃig.)

Agus féuċ, do stracaḋ 'na ḋá ċuid ó ḃárr go bun, brat an teampuil, agus do luaisg an talaṁ, agus do sgoilt na carraigreaċa, agus do h-osgalaḋ na h-uaġna, agus d' éiriġ a lán de ċorpaiḃ na naoṁ a ḃí marḃ, agus tar éis a aiséiriġṫe-sin ṫánadar amaċ as na h-uaġnaiḃ agus ṫánadar isteaċ sa ċaṫair naoṁṫa agus ċonaic a lán iad. Agus an captaen agus an ḃuiḋean a ḃí leis ag faire Íosa, nuair a ċonacadar an luasgaḋ talṁan agus na neiṫe do ṫuit amaċ, ṫáinig eagla mór orṫa agus dúḃradar: Go deiṁin dob é sin Mac Dé. Agus ḃí a lán ban ann a ṫáinig aḃfad, ag leanṁaint Íosa, ag friṫálaṁ air: ar a raiḃ Máire Magdelén, agus Máire Iacóib, agus máṫair Iósep, agus máṫair clainne Sebedí. Agus nuair a ḃí sé déanaċ ṫáinig duine saiḋḃir ó Arimataéa, dár ḃ' ainim

Iósep, agus duine de ḋeisgiobuil Íosa dob eaḋ é. Ċuaiḋ an duine sin ag trial ar Ṗilát agus d' iar sé corp Íosa air. Ansan d' órduiġ Pilát an corp a ṫaḃairt dó. Agus do ṫóg Iósep an corp agus ċuir sé línéadaċ glan 'na ṫimpal agus ċuir sé 'na ṫuama féin é (tuama) a ḃí geárṫa aige i gcaraig cloiċe, agus d' iompuiġ sé caraig ṁór ċun béil na h-uaġa, agus d' imṫiġ sé. Ḃí ann, áṁṫaċ, Máire Ṁagdelén agus an Ṁáire eile, agus iad na suíḋe ar aġaiḋ na h-uaġa amaċ. Agus an lá 'na ḋiaiġ san, an lá i ndiaiġ lae an olṁuiġṫe ċruinniġ uaċtaráin na sagart agus na Ṗarísíniġ ag trial ar Ṗilát agus dúḃradar: A Ṫiġearna, is cuiṁin linn go ndúḃairt an feallaire úd nuair a ḃí sé beó: I gceann trí lá éireóċad airís. Órduiġ-se, d'á ḃríġ sin, gárda ċur ar an uaiġ go dtí an tríṁaḋ lá: le h-eagla go dtiocfaḋ a ḋeisgiobuil agus go nguidfidís é, agus go ndéarfidís leis na daoine: D' éiriġ sé ó na mairḃ. Agus beiḋ an feall deireineaċ níos measa 'ná an ċéad ḟeall. Dúḃairt Pilát leó: Tá an gárda agaiḃ. Imṫíġ agus déiniġ an ġárdáil mar is eól daoiḃ. D' imṫíġdar, áṁṫac, agus ċuireadar gárda ag faire na h-uaġa agus ċuireadar séala ar an gcloiċ.

# Doṁnaċ Cásga..

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁarcuis.
Marc. 16.)

Sa n-am san: Ċeanuiġ Máire Ṁaġdelén, agus Máire, (máṫair) Ṡéamuis agus Ṡalómé, spíosra, ċun go dtiocfídís agus go n-ungfidís Íosa. Agus go h-ana ṁoċ ar maidin an ċéad laé de'n tseaċtṁain ṫánadar ċun na h-uaġa, agus an ġrian tar éis éiriġṫe. Agus ḃíodar 'ġá ráḋ le n-a ċéile: Cé iompóċaiḋ an ċloċ siar dúinn ó ḃéul na h-uaġa? Agus nuair ḟéuċadar do ċonacadar an ċloċ iompuiġṫe siar. Agus ḃí an ċloċ ana ṁór. Agus ċuadar isteaċ sa n-uaiġ agus ċonacadar fear óg 'na ṡuiġe i leiṫ na láiṁe deise, agus éudaċ geal air, agus ṫáinig sgannra orṫa. Agus dúḃairt sé leó: Ná bíoḋ eagal oraiḃ: Íosa atá uaiḃ, an Nasarénaċ a céasaḋ: d' éiriġ sé, ní'l sé anso: féuċ an áit 'nar ċuireadar é. Aċ imṫiġiḋ agus insiġ d'á ḋeisgiobulaiḃ, agus do Ṗeadar, go ḃfuil sé imiġṫe rómaiḃ go Ġaililí, Ċíḃfiḋ siḃ sa n-áit sin é, mar aduḃairt sé liḃ.

# Mion-Ċáisg.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Eóin.
(Eóin. 20)

Sa n-am san: Um ṫráṫnóna an laé ċéadna, an ċéad laé de'n tseaċtṁain, nuair a ḃí na dóirse dúnta, mar a raiḃ na deisgiobuil cruinniġṫe, le h-eagla na n-Iúduiġeaċ: Ṫáinig Íosa agus ṡeasaiṁ sé 'na láṫair, agus dúḃairt sé leó: Síoṫċáin daoíḃ. Agus nuair a dúḃairt sé an focal san ṫaisbeáin sé ḋóiḃ a ḋeárnaċa agus a ṫaoḃ. Ḃí áṫas ar na deisgiobuil d'á ḃríġ sin, mar go ḃfeacadar an Tiġearna. Ansan dúḃairt sé leó arís: Síoṫċáin daoíḃ. Fé mar a ṡeól an t-Aṫair mise seólaimse sibse. Nuair a dúḃairt sé an méid sin do ċuir sé a anál fúṫa, agus dúḃairt sé leó: Glacaiḋ an Spioraid Naoṁ: Na daoíne go maiṫfiḋ sib a bpeacaí ḋóiḃ táid siad maiṫte ḋóiḃ, agus na daoíne go gcoimeádfiḋ sib a bpeacaí gan maiṫeaṁ doiḃ táid siad gan maiṫeaṁ dóiḃ. Aċ Tomás, duine de'n dáréug, go dtugtí

Didimus air, ní raiḃ sé 'na ḃfoċair nuair a ṫáinig Íosa. Dúḃairt na deisgiobuil eile leis: Conacamair an Tiġearna. Dúḃairt seisean, áṁṫaċ, leó: Mura ḃfeiceaḋ 'na ḋeárnaċaiḃ rian na dtaraingí, agus mura gcuireaḋ mo ṁéur isteaċ i n-ineaḋ na dtaraingí, agus mura gcuireaḋ mo láṁ isteaċ 'na ṫaoḃ, ní ċreidfaḋ. Agus tar éis oċt lá ḃí na deisgiobuil istig arís agus Tomás 'na ḃfoċair. Ṫáinig Íosa, agus na dóirse dúnta, agus ḟeasaiṁ sé 'na láṫair agus dúḃairt sé: Síoṫċáin daoiḃ. Ansan dúḃairt sé le Tomás: Cuir do ṁeur anso isteaċ, agus féuċ ar mo ḋearnaċaiḃ, agus cuir do láṁ anso isteaċ am ṫaoḃ, agus ná bí doċreidṁaċ aċ bí soċreidṁaċ. Ansan d'ḟreagair Tomás agus dúḃairt sé: Is tu mo Ṫiġearna agus mo Ḋia. Dúḃairt Íosa leis: Do ċreidis, a Ṫomáis, mar do ċonaicís. Is beanuiġṫe an ṁuintir a ċreid agus ná feacaiḋ. Do ḋéin Íosa, i láṫair a ḋeisgiobul, mórán eile mírḃúiltí ná fuil sgríoḃṫa sa leaḃar so. Aċ do sgríoḃaḋ an méid seo ionus go gcreidfaḋ siḃse gur b' é Íosa is Críost agus is Mac Dé ann, agus 'ġá ċreideaṁaint sin daoiḃ go mbeaḋ an ḃeaṫa agaiḃ i n-a ainim.

# AN TARNA DOṀNAĊ TAR ÉIS NA CÁSGA.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Eóin.
(Eóin. 10.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa leis na Ṗarisíniġ: Is mise an t-aoḋre fóġanta: Tugan an t-aoḋre fóġanta a anam ar son a ċaoraċ féin. An fear tuarasdail, áṁṫaċ, óir ní h-é an t-aoḋre é agus ní leis féin na caoíre, ċíon sé an maċtíre ag teaċt agus fágan sé na caoíre agus teiṫan sé, agus déinean an maċtire foġail ar na caoíre agus sgaipean sé iad: Agus teiṫan an fear tuarasdail, mar is fear tuarasdail é agus ní'l speóis aige ins na caoíre. Mise an t-aoḋre fóġanta agus aiṫníġim mo ċuid féin, agus aiṫníġid siadsan mise. Mar aiṫníġean an t-Aṫair mise sin mar aiṫníġim-se an t-Aṫair: Agus tugaim m' anam ar son mo ċaoraċ. Agus tá caoíre eile agam ná bainean leis an gcró so: agus ní foláir dom iad san do ṫabairt liom, agus éistfid siad le m' ġlór, agus beiḋ aon ċró aṁáin ann agus aon aoḋre aṁáin.

# AN TRÍṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS NA CÁSGA.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Eóin.
(Eóin. 16.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobu-laiḃ: Tamal beag agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé: agus tamal beag arís agus ċíḋfiḋ siḃ mé: mar táim ag dul ag triall ar an Aṫair. Ansan dúḃairt a ḋeisgiobuil le n-a ċéile: Cad é seo adeir sé linn? Tamal beag agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé, agus tamal beag arís agus ċíḋfiḋ siḃ mé, agus, mar táim ag dul ag triall ar an Aṫair? Agus dúḃradar: Cad é an tamal beag so adeir sé? Ní ḟeadramair cad 'deir sé. Ḃí ḟios ag Íosa, áṁṫaċ, gur ṁian leó é ċeisdiúġaḋ, agus dúḃairt sé leó: Táṫaoi ag fiafraiġe eadaraiḃ 'na ṫaoḃ so, mar go ndúḃart: Tamal beag agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé, agus tamal beag arís agus ċíḋfiḋ siḃ mé? Go deiṁin, deiṁin adeirim liḃ; go ndéanfiḋ siḃse caoí agus gol; go mbeiḋ áṫas ar an saoġal agus siḃse buarṫa; aċ iompóċar ḃúr mbrón ċun áṫais. Nuair a ḃíon an ḃean i mbreóiteaċt clainne bíon tein-

neaſ uiſṫi, maſ do ṫáiniᵹ a h-am, aċ nuaiſ a ḃeiſean ſí an mac ní ḃíon cuiṁne aici aſ an dteinneaſ maſ ġeall aſ an áṫaſ, toiſᵹ duine ḃeiṫ taᵹaiṫe aſ an ſaoġal. Sin maſ atá buaiſt oſaiḃ-ſe anoiſ: Aċ ċíḋfad-ſa aiſíſ ſiḃ aᵹuſ beiḋ áṫaſ aſ ḃúſ ᵹcſoíḋe, aᵹuſ ní ḃainfiḋ aoinne ḃúſ n-áṫaſ díḃ.



# An CEAṪRAṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS NA CÁSGA.



Leanṁaint aſ an Soíſᵹéal Naoṁṫa do ſéiſ Eóin.
(Eóin. 16.)



Sa n-am ſan: Dúḃaiſt Íoſa le n-a ḋeiſᵹio-bulaiḃ: Táim aᵹ dul aᵹ tſial aſ an t-é ċuiſ uaiḋ mé, aᵹuſ ní ḟiafſaíġean aoinne aᵹaiḃ díom, Cá ḃfuiliſ aᵹ dul? Aċ maſ do laḃſaſ na neiṫe ſeo liḃ do líon ḃúſ ᵹcſoíḋe de ḋóláſ. Aċ táim aᵹ ínſint na fíſinne ḋaoíḃ; iſé ḃúſ leaſ mé ḋ' imṫeaċt; óiſ muſa n-imṫíġead ní ṫiocfiḋ an Sóláſaíḋe ċúᵹaiḃ, aċ má imṫíġim cuiſfad ċúᵹaiḃ é. Aᵹuſ nuaiſ a ṫiocfiḋ ſé ſin déanfiḋ ſé an doṁan do ḋaoſaḋ i dtaoḃ

peaca agus i dtaoḃ cirt, agus i dtaoḃ breiṫ-eaṁantais. I dtaoḃ peaca óir níor ċreideadar ionamsa: I dtaoḃ cirt, áṁ, óir táim ag dul ċun an Aṫar agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé feasda: Agus i dtaoḃ breiṫeaṁantais, óir tá breiṫeaṁantas taḃarta ċeana féin ar ṗriúnsa an doṁain seo. Tá mórán eile agam le ráḋ liḃ aċ ní féidir daoiḃ iad do ḃreiṫ liḃ anois. Aċ nuair a ṫiocfiḋ an Spiorad úd na fírinne múinfiḋ sé ḋaoiḃ gaċ fírinne. Óir ní h-uaiḋ féin a laḃarfiḋ sé, aċ laḃarfiḋ sé gaċ níḋ á ċloisfiḋ sé, agus neósfiḋ sé ḋaoiḃ na neiṫe atá le teaċt. Méudóċaiḋ sé siúd mó ġlóire-se, óir is de m' ċuid-se a ġlacfiḋ sé agus néosfiḋ sé ḋaoiḃ-se.



## AN CÚIGṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS NA CÁSGA.



Leanṁaint ar an Soísgéal naoṁṫa do réir Eóin.
(Eóin. 16.)



Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Go deiṁin, deiṁin adeirim liḃ, má iarann siḃ aon níḋ ar an Aṫair am ainimse taḃar-

fiḋ sé ḋaoiḃ é. Go dtí so níor iarḃúir aon níḋ am ainim: Iaraiġ agus ġeaḃaiḋ siḃ, ionus go mbeaḋ ḃúr n-áṫas iomlán. Do laḃras na neiṫe seo liḃ i ḃfuirm soluíḋí. Tá an t-am ag teaċt agus ní laḃarfaḋ liḃ feasda i soluíḋiḃ, aċ neósfaḋ daoiḃ go soiléir i dtaoḃ an Aṫar. Sa lá san iarrfiḋ siḃ am ainim-se, agus ní deirim liḃ go nguiḋfaḋ an t-Aṫair ar ḃúr son; óir tá grá ag an Aṫair féin daoiḃ toisg grá ḃeiṫ agaiḃ dómsa agus gur ċreidḃúir gur ó Ḋia do ġluaiseas. Do ġluaiseas amaċ ó'n Aṫair agus do ṫánag ar an saoġal: Táim ag fágáilt an tsaoġail arís agus ag dul ag triall ar an Aṫair. Duḃairt a ḋeisgiobail leis: Féuċ, anois laḃran tú soiléir agus ní h-aon tsoluiḋ atá agat d'á laḃairt. Tá fios againn anois go ḃfuil fios gaċ uile níḋ agat agus ní gá ḋuit aoinne ḃeiṫ 'ġad' ċeistiuġaḋ: ar so creidimíd gur ó Ḋia a ġluaisís.

# DARDAOÍN DEASGAḂÁLA.

Leanṁaint ar an Soísgéal naoṁṫa do réir Ṁarcuis.
(Marc. 16.)

Sa n-am san: Mar a ḃí an t-aoinne déag deisgiobul 'na suíḋe ṫaisbeáin Íosa é féin dóiḃ: agus do ċas sé leó a ndíṫċreiḋeaṁ agus a ndúrċroíḋe: toisg nár ċreideadar an ṁuíntir a ċonaic gur eíséiriġ sé. Agus dúḃairt sé leó: Gluaisíġ tríd an ndoṁan go léir agus déiniġ an Soísgéal do ċraoḃsgaoíle do an uile ċréatúir. An t-é ċreidfiḋ agus a baistfar saorfar é: an t-é, áṁ, ná creidfiḋ daorfar é. Agus leanfiḋ na cóṁarṫaí seo an ṁuíntir a ċreidfiḋ: Am ainim-se cuirfid siad deaṁain a' seilḃ: Laḃarfid siad teangṫaċa nua: Tógfid siad aiṫreaċa níṁe: Agus má ólaid siad deoċ marḃuiġṫeaċ ní ġortóċaiḋ sé iad: Cuirfid siad a láṁa ar ḋaoíne breóite agus beíd siad go maiṫ. Agus an Tiġearna Íosa Críost, tar éis laḃarṫa leó ḋó, do tógaḋ suas ar neaṁ é, agus tá sé 'na ṡuíḋe ar deasláiṁ Dé. Agus do ġluaiseadar-san agus do ċraoḃsgaoileadar ins

gaċ áit, agus do ċaḃruiġ an Tiġearna leó, agus do neartuiġ sé a gcaint le míorḃúiltiḃ 'ġá leanṁaint.

## An Doṁnaċ Lastig d' Oċtlá na Deasgaḃála.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin. 15 ⁊ 16.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobu-laiḃ: Nuair a ṫiocfiḋ an Sólásaíḋe seo a ċuir-fadsa ċúġaiḃ ó'n Aṫair, Spiorad na fírinne a ġluaisean ó'n Aṫair, déanfiḋ sé sin fiaḋnuise ormsa, agus déanfiḋ siḃse fiaḋnuise orm, óir táṫaoi am ḟoċair ó ṫosaċ. D' ínsear na neiṫe seo ḋaoiḃ ionus ná glacfaḋ siḃ oilḃéim. Cuir-fid siad amaċ as na sunagógaiḃ siḃ: seaḋ, agus tá an t-am ag teaċt nuair a ṁeasfiḋ an t-é ṁarḃóċaiḋ siḃ go mbeiḋ onóir aige 'd'á ṫaḃairt do Ḋia. Agus déanfid siad na neiṫe sin liḃse toisg gan aiṫne ḃeiṫ acu ar an Aṫair ná ormsa. Aċ táim ag ínsint na neiṫ seo ḋaoiḃ ionus nuair a ṫiocfiḋ an t-am dóiḃ go gcuiṁneóċ' siḃ ar mé 'ġá ínsint daoiḃ.

# Doṁnaċ Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Eóin
(Eóin. 14.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Má tá gráḋ ag duine ḋóṁsa coimeádfiḋ sé mo ḃréiṫre, agus beiḋ gráḋ ag m' Aṫair ḋó agus tiocfimíd ċuige agus ḋéanfimíd cóṁnuiġe i n' ḟoċair. An t-é ná fuil gráḋ aige ḋom ní ċoimeádan sé mo ḃréiṫre. Agus an ċaint d' airḃúir, ní h-í mo ċaint-se í aċ caint an Aṫar a ċuir mé uaiḋ. Do laḃras an méid seo liḃ agus mé i nḃúr ḃfoċair. Aċ an Sólásaíḋe, an Spioraid Naoṁ, an t-é a ċuirfiḋ an t-Aṫair uaiḋ am ainim-se, múinfiḋ sé sin daoiḃ gaċ níḋ, agus cuirfiḋ sé i nḃúr gcuiṁne gaċ níḋ d'á ndéarfad liḃ. Fágaim mo ṡíoṫċáin agaiḃ, tugaim mo ṡíoṫċáin daoiḃ. Ní mar a ṫugan an saoġal a ṫugaim-se ḋaoiḃ. Ná bíoḋ buaireaṁ ar ḃúr gcroiḋe 'ná eagla. D' airḃúir conus mar aduḃart liḃ: Táim ag imṫeaċt, agus ag teaċt ċúgaiḃ. Dá mbeaḋ gráḋ agaiḃ dom beaḋ áṫas oraiḃ mé beiṫ ag dul ag trial ar an

Aṫair, óir is mó an t-Aṫair 'ná mise. Agus anois d' ínseas daoiḃ é roim ré i dtreó nuair a ṫiocfiḋ sé go gcreidfiḋ siḃ. Ní déarfad puínn i nḃúr ḃfoċair anois. Óir tá priúnsa a' doṁain seo ag teaċt, agus ní'l níḋ ar biṫ aige ionam-sa. Aċ go n-aiṫneóċ' an doṁan go ḃfuil gráḋ agam do'n Aṫair agus do réir mar a ṫug sé órdúġaḋ ḋom gur mar sin atáim ag déanaṁ.

## Féile na Tríonóide.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 28.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobu-laiḃ: Do tugaḋ domsa gaċ cóṁaċt ar neaṁ agus ar talaṁ: Imṫíġiġ-se d'á ḃríġ sin agus múiniġ na Geinte go léir agus baistiġ iad i n-ainim an Aṫar agus an Ṁic agus an Spioraid Naoiṁ, agus teagaisgiġ iad ċun gaċ ar órduiġ-ear daoiḃ do ċoimeád, agus féuċ, táim i nḃúr ḃfoċair tríd na laéṫanta go léir go dtí críoċ-núġaḋ an tsaoġail.

# An Ċéad Doṁnaċ tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 6.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Bíḋiġ atruaġaċ, fé mar atá búr n-Aṫair atruaġaċ. Ná tugaiġ breiṫ agus ní taḃarfar breiṫ oraiḃ: ná daoraiġ agus ní daorfar siḃ: maiṫiġ agus maiṫfar daoiḃ. Tugaiġ agus taḃarfar daoiḃ: tóṁas breaġ díngṫe, croṫte, cruaċta, isead cuirfid siad i nḃúr n-uċt ċúgaiḃ. Mar a ṫóṁaisfiḋ siḃ uaiḃ, féuċ, isead a tóṁasfar ċúgaiḃ. Ansan do laḃair sé soluíd leó. An féidir do ḋall dall do ġiolaċt? Ná tuitfid siad araon sa díg? Ní'l an deisgiobul os cionn a ṁáiġistir. Tá duine go sáirṁaiṫ má tá sé ċóṁ maiṫ le n-a ṁáiġistir. Cad uime, áṁṫaċ, go ḃfeicean tú an dúradán i súil do ḃráṫar agus ná tugan tú fé ndeara an tsail ad ṡúil féin? Nó conus is féidir duit a ráḋ le d' ḃráṫair: A ḃráṫair, leog dom an dúradán a ḃaint as do ṡúil, agus ná feicean

tú an tsail ad ṡúil féin? A ċluanaiḋe, bain an tsail ar dtúis as do ṡúil féin agus ansan ċíḋfir conus an dúradán a ḃaint a' ṡúil do ḃráṫar.

---

## Féile Ċuirp Críosd.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Eóin. (Eóin. 6.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le sluaġ na n-Iúduiġeaċ: Is bia go fíor mo ċuid feóla-sa: agus is deoċ go fíor mo ċuid fola. An t-é d'iṫean mo ċuid feóla agus d' ólan mo ċuid fola cóṁnuiġeansé ionam-sa agus cóṁnuiġim-se ann. Fé mar a ċuir an t-Aṫair atá beó mise uaiḋ agus go ḃfuilim-se beó ó'n Aṫair, mar an gcéadna an t-é d' iosfiḋ mise beiḋ sé beó de m' ḃás-sa. Sidé an t-arán a ṫáinig anuas ó neaṁ. Ní h-ionan agus mar ḋ'iṫ ḃúr n-aiṫreaċa mana, agus go ḃfuilid siad marḃ. An t-é iosfiḋ an t-arán so mairfiḋ sé go síoruiḋe.

# An Doṁnaċ Lastig d' Oċtlá Féile Ċuirp Críost.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis
(Lúc. 14.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa an tsoluíd seo leis na Ṗairisínig. Do ḋéin fear féasda mór, agus ṫug sé cuire d'á lán daoine. Agus ċuir sé a ṡeirbíseaċ amaċ nuair a ṫáinig am an ḟéasda, ċun a ráḋ leis an muíntir a fuair cuire gur ṁiṫid dóiḃ teaċt, mar go raiḃ gaċ níḋ olaṁ. Agus ċromadar go léir i n-aonḟeaċt ar leaṫsgéal do ġaḃáil. Dúḃairt an ċéad duine: Tá tiġ ceanuiġṫe agam agus ní mór dom dul amaċ 'ġá ḟeisgint. Iarraim ort mo leaṫsgéal a ġaḃáil. Agus dúḃairt duine eile: Ċeanuiġeas cúig ḟeisreaċ daṁ agus táim ag dul 'ġá dtriail: iarraim ort mo leaṫsgéal a ġaḃáil. Agus dúḃairt duine eile: Ṗósas bean, agus d'á ḃríġ sin ní féidir dom teaċt. Agus d' ḟill an seirḃíseaċ agus d' inis sé na neiṫe sin d'á ṁáiġistir. Ansan ṫáinig fearg ar fear an tíġe agus dúḃairt sé le n-a ṡeirḃíseaċ; Imṫiġ

amaċ d' uraċar i sráidiḃ agus i bpóirsíḃ na caṫaraċ agus tabair leat anso isteaċ na daoine boċta agus na daoine laga agus na daill agus na bacaiġ. Agus dúḃairt an seirḃíseaċ: A Ṫiġearna, do déineaḋ mar órduiġis agus tá slíġ fós. Agus dúḃairt an tiġearna leis an seirḃíseaċ: Imṫiġ amaċ fan na mbóiṫre agus fan na gclaṫaċ agus comáin isteaċ iad, i dtreó go líonfar mo ṫiġ. Deirim liḃ áṁṫaċ, an ṁuintir úd a fuair cuire ní ḃlaisfiḋ aon ḟear acu mo ḃia.

---

## AN TRÍṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 15.)

Sa n-am san: Ḃí na poiblicánaiġ agus na peacaiġ ag teaċt ag triall ar Íosa ċun éisteaċt leis. Agus ḃí na Ṗairisíniġ agus na Sgríḃneóirí ag ceisnioṁ, agus deiridís: Féuċ, glacan an fear so na peacaiġ agus iṫean sé bia 'na ḃfoċair. Agus do laḃair seisean leo an tsoluíd seo. Ce 'cu agaiḃse go mbeaḋ céad caora

aige agus go raġaḋ caora acu amú uaiḋ, ná fágfaḋ na naoi gcinn déag agus ċeiṫre fiċid sa ḃfásaċ agus ná raġaḋ ar lorg an ċinn a caileaḋ go dtí go ḃfaġaḋ sé í. Agus nuair a ġeibean sé í cuirean sé ar a ġuailiḃ ċuige í, le h-áṫas, agus tagan sé abaile agus glaoḋan sé ċuige ar a ċáirdiḃ agus ar a ċóṁarsain, agus deir sé leo: Déiniġ gáirdeaċas liom mar do fuaras mo ċaora do caileaḋ. Deirimse liḃse gur b'ṡin mar a ḃeiḋ gáirdeaċas ar neaṁ mar ġeall ar aon ṗeacaċ aṁáin a ḋéanfiḋ aiṫriġe, seaċas naonḃúr déag agus ċeiṫre fiċid de ḋaoiniḃ córa ná fuil gá le h-aiṫriġe acu. Nó cé h-í an bean 'na mbeaḋ deiċ ndraċma aici agus go gcailfaḋ sí draċma ḋíoḃ, ná déanfaḋ coinneal do lasaḋ agus an tiġ do sguabaḋ agus an draċma do lorg go géar, go dtí go ḃfaġaḋ sí é? Agus nuair a ġeibean sí é glaoḋan sí ċúiċi ar a cáirdiḃ agus ar a cóṁarsain agus deir sí leo: Déiniġ gáirdeaċas liom mar do fuaras an draċma a ċaileas. Deirimse liḃse gur b'ṡin mar a ḃeiḋ gáirdeaċas i láṫair aingeal Dé mar ġeall ar aon ṗeacaċ aṁáin a ḋéanfiḋ aiṫriġe.

# An Ceaṫramaḋ Doṁnaċ tar éis Cíncíse.

---

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis (Lúc. 5).

---

Sa n-am san: Nuair a ḃí sluaġ mór ag brúṫ ar Íosa, ċun go n-aireóċaidís briaṫar Dé, ḃí sé féin 'na ṡeasaṁ ar ḃruaċ loċa Genésaret. Agus do ċonaic sé ḋá loing 'na stad ag imiol an loċa; mar ḃí na h-iasgairí tagaiṫe i dtír agus iad ag níġe a líonta. Agus ċuaiḋ sé ar bórd loinge acu, long Ṡímoin, agus d'iar sé air druidim tamailín amaċ ó'n dtír. Agus do ṡuiġ sé agus do ṫeagaisg sé na daoine ó'n loing. Nuair a stad sé de'n ċaint dúḃairt sé le Símon: Gluais amaċ fé'n bpoll agus cuiriġ amaċ na líonta ċun éisg a ṫógaint. Agus d'ḟreagair Símon agus dúḃairt sé: A Ṁáiġistir, tá an oiḋċe caiṫte againn ag obair agus níor ṫógamair aon níḋ; aċ ó deirir-se é sgaoilfad amaċ an líon. Ḋéineadar san agus do ġaḃdar ana ċruinniúġaḋ mór iasg; i dtreó go raiḃ an líon d'á ḃrise orta. Agus do ḃagradar ar a

gcáirḋiḃ, a ḃí i loing eile, teaċt agus congnaṁ a ṫabairt dóiḃ. Nuair a ċonaic Símon Peadar an níḋ sin do ċaiṫ sé é féin ag glúiniḃ Íosa agus dúḃairt sé: Imṫiġ uaim, a Ṫiġearna, mar is duine peacaṁail mé. Óir ṫáinig uaṫbás air féin agus ar a raiḃ i n'ḟoċair mar ġeall ar an ngaḃáil iasg a ḃí tógṫa acu: Agus mar an gcéadna ar Ṡéamus agus ar Eóin, beirt ṁac Sebedí, a ḃí i bpáirt le Símon. Agus dúḃairt Íosa le Símon: Ná bíoḋ eagal ort: is ag gaḃáil daoine a ḃeiḋ tú feasda. Agus ċuireadar a loingeas ar tír, agus d'ḟágadar gaċ níḋ 'na ndiaiġ agus do leanadar Eisean.

## AN CÚIGṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 5.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobuil: Mura mbeiḋ búr bḟíoraontaċt níos líonṁaire 'ná fíoraontaċt na Sgríḃneóirí agus na bḞairisíneaċ ní raġaiḋ siḃ isteaċ i ríġeaċt na bḟlaṫas. Ċualḃúir conus mar a dúḃraḋ leis

na daoíne a ḃí ann fadó: Ná déin marḃaḋ: agus an t-é ḋéanfiḋ marḃaḋ beiḋ sé ciontaċ do'n ḃreiṫeaṁantas. Aċ deirimse liḃ, gaċ duine atá i ḃfeirg le n-a ḃráṫair beiḋ sé ciontaċ do'n ḃreiṫeaṁantas: An t-é, áṁṫaċ, a déarfiḋ le n-a ḃráṫair "raca," beiḋ sé ciontaċ do'n ċóṁairle. Agus an t-é a ḋéarfiḋ, "a amadáin," beiḋ sé ciontaċ do ṫeine ifrinn. D'á ḃríġ sin má ḃíon tabarṫas agat d'á ṫabairt uait os cóṁair na h-altóra agus go gcuíṁneóċair go ḃfuil rud éigin ad ċoinniḃ agat' ḃráṫair, fág ansan do ṫabarṫas os cóṁair na h-altóra agus imṫiġ agus déin síoṫċáin le d' ḃráṫair ar dtúis, agus ansan tar agus bronn do ṫabarṫas.

## AN SÉṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁarcuis.
(Marc. 8.)

Sa n-am san: Nuair a ḃí sluaġ mór daoíne i ḃfoċair Íosa agus gan aon rud le n-iṫe acu, ġlaoiḋ sé ċuige ar a ḋeisgiobulaiḃ agus dúḃairt sé leó: Tá truaġ agam do'n ṗobul so:

óir féuċ, táid siad trí lá am ḟoċair agus ní'l aon rud le n-iṫe acu: agus má ċuirim abaile 'na dtrosgaḋ iad tuitfid siad ar an slíġ, óir do ṫáinig cuid acu a bḟad. Agus d'ḟreagair a ḋeisgiobuil é: Conus is féidir d'aoinne a ndóṫin arán a ṫabairt dóiḃ anso sa n-uaigneas? Agus d'ḟiafraiġ sé ḋíoḃ: An 'mó bulóg aráin agaiḃ? Agus dúḃradar-san: seaċt mbulóga. Agus d'órduiġ sé do'n tsluaġ suíḋe síos ar an dtalaṁ. Agus ṫóg sé na seaċt mbulóga, agus ġaiḃ sé buíḋċas, agus ḃris sé an t-arán agus ṫug sé d'á ḋeisgiobulaiḃ é le cur os cóṁair na ndaoine, agus ċuireadar. Agus ḃí iasga beaga acu agus ḃeannuiġ sé iad agus d'órduiġ sé iad do ċur os cóṁair na ndaoine. Agus d'iṫeadar, agus ḃí a ndóṫin mór acu. Agus do ṫógadar an t-arán briste do ḟágaḋ, seaċt gcisreáin dé. Agus isé méid daoine a ḃí tar éis an ḃíḋ d'iṫe, timpal ċeiṫre ṁíle duine: agus do leog sé ċun siúbail iad.

# An Seaċtṁaḋ Doṁnaċ tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 7.)

Sa n-am san: Dúbairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Seaċanaiġ na fáiġe fallsa a ṫagan ċúgaiḃ fé ċlúiḋ na gcaoraċ, agus gur faolċoin ċraosaċa laistig iad. Ó n-a dtorṫaiḃ isead d' aiṫneóċaiḋ sib iad. An mbaintear caorṫa fíneaṁna de ḋríseaċ, nó figíḋe d'ḟeóċadánaiḃ? Mar sin tugan gaċ crann fóġanta toraḋ fóġanta, agus tugan an droċ ċrann droċ ṫoraḋ uaiḋ. Ní féidir do'n crann fóġanta droċ ṫoraḋ ṫabairt, 'ná do'n droċ ċrann toraḋ fóġanta ṫabairt. Gaċ crann ná tugan toraḋ fóġanta gearrfar é agus cuirfar sa teine é. D'á ḃríġ sin as a dtoraḋ isead d' aiṫneóċaiḋ sib iad. Ní h-é gaċ aoinne a deir liomsa, a Ṫiġearna, a Ṫiġearna, do raġaiḋ isteaċ i ríġeaċt na bflaṫas: Aċ an t-é a ḋéinean toil m' Aṫar atá ins na flaṫais, siné a raġaiḋ isteaċ i ríġeaċt na bflaṫas.

# AN T-OĊTṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soísgéal naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 16.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobolaiḃ an tsoluíd seo: Ḃí duine saiḋḃir ann, agus ḃí stíḃard aige, agus do h-ínseaḋ dó, i dtaoḃ an stíḃaird, go raiḃ sé ag sgaipe a ċoda, agus do ġlaoiḋ sé ċuige é agus dúḃairt sé leis: Cad é seo a ċloisim ad ṫaoḃ-sa? Taḃair cúntas ad stíḃardaíḋeaċt, mar ní ḟéadfir ḃeiṫ ad stíḃard feasda. Ansan dúḃairt an stíḃard i n'aigne féin; Cad a ḋéanfad, ó tá mo ṁáiġistir ag baint na stíḃardaíḋeaċta ḋíom? Ní'lim ábalta ar róṁar a ḋéanaṁ. Is nár liom déirc do lorg. Tá a ḟios agam cad a ḋéanfad, i dtreó nuair a curfar as an stíḃardaíḋeaċt mé go nglacfid siad 'na dtiġṫiḃ mé. Do ġlaoiḋ sé ċuige ansan, 'na nduine a's 'na nduine, ar an muíntir go raiḃ fiaċa agá ṁáiġistir orṫa, agus dúḃairt sé leis an gcéad duine: An mór atá agam' ṁáiġistir ort? Dúḃairt seisean: Céad

bairile oile. Dúḃairt sé leis: Tóg do ḃille láiṫreaċ agus suiġ ansan agus sgríḃ, caoġad bairile. Ansan dúḃairt sé le duine eile acu: Agus tusa, an mór atá ort? Agus dúḃairt seisean: Céad ceaṫramaḋ cruiṫneaċtan. Dúḃairt sé leis: Seo, glac do ḃille agus sgríḃ ceiṫre fiċid ceaṫramaḋ. Agus do ṁol an máiġistir an rógaire stíḃaird mar gur ḋein sé beart ġasta: Óir tá clann an tsaoġail seo níos gasta 'ná clann an tsoluis, do réir a gcinéil féin. Agus deirim-se liḃse daoine muínteartha ḋéanaṁ daoiḃ féin leis an saiḋḃreas claon so, i dtreó, nuair a ḃeiḋ siḃ claoiḋte, go nglacfid siad siḃ isteaċ ins na tiġṫiḃ síoruiḋe.



## AN NAOṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 19.)

Sa n-am san: Nuair a ḃí Íosa ag teaċt i gcóṁgar do Ierúsalem agus nuair a ċonaic sé an ċaṫair do ġoil sé ar a son, agus dúḃairt sé:

Aċ dá mbeaḋ a ḟios agatsa, sa lá so féin atá agat, na neiṫe atá ċun síoṫċána ḋuit: Táid siad, áṁṫaċ, i ḃfolaċ ó d' ṡúiliḃ. Óir tiocfid na laéṫanta ionat, agus cuirfid do naṁaid claiḋ mór-ṫímpal ort, agus dúnfid siad isteaċ ṫu, agus déanfid siad cúṁangaraċ ort ó'n uile ṫaoḃ, agus déanfid siad tu ṫreasgairt ar an dtalaṁ, tu féin agus do ċlann atá ionat, agus ní ḟágfid siad cloċ os cionn cloiċe ionat: toisg nár aiṫníġis an t-am 'na dtáinig Dia ċúgat. Agus do ċuaiḋ sé isteaċ sa teampol agus ċrom ar an muíntir a ḃí ag díol agus ag ceanaċ ann do ḋíḃirt amaċ as, 'ġá ráḋ leó: Tá sé sgríoḃṫa: Tiġ ċun úrnuiġṫe iseaḋ mo ṫiġ-se: Aċ tá cuinigéar biṫeaṁnaċ déanta agaiḃ-se ḋe. Agus ḃí sé ag teagasg sa teampol gaċ lá.

---

## An Deiċṁaḋ Doṁnaċ tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 18.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa an tsoluíd seo le raint daoíne a ḃí mainġíneaċ asda féin mar

'ḋ eaḋ go raḃdar fíoraonta, agus droċ ṁeas acu ar ḋaoíniḃ eile: Ċuaiḋ beirt suas sa teampol ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ. Ṗairisíneaċ dob eaḋ duine acu agus poiblicánaċ an duine eile. Ṡeasaiṁ an Ṗairisíneaċ agus ḋéin sé a ġuiḋe mar seo i n' aigne féin: A Ḋia, beirim a ḃuíḋeaċas leat ná fuilim-se mar an ċuid eile des na daoíne, biṫeaṁnaiġ, luċt éugcóra, luċt aḋaltranais, ar nós an ṗoiblicánaiġ seo féin. Déinim-se trosgaḋ ḋá uair sa treaċtṁain: Tugaim deaċṁaḋ as a ḃfuil agam. Do ṡeasaiṁ an poiblicánaċ aḃfad amaċ agus níor ḃ' áil leis a ṡúile amáin d' iompáil suas ċun na ḃflaṫas, aċ é ag bualaḋ a uċta agus a' ráḋ: A Ḋia, déin trócaire orm óir is peacaċ mé. Deirim liḃ: do ċuaiḋ sé sin aḃaile ar staid na ngrást, murar ḃ' ionan a's an fear eile: Óir gaċ duine d' árdóċaiḋ é féin úṁalóċar é, agus gaċ duine d' úṁalóċaiḋ é féin árdóċar é.

# AN T-AONṀAḊ DOṀNAĊ DÉAG TAR ÉIS CÍNCÍSE.

---

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁarcuis.
(Marc. 7.)

---

Sa n-am san: Do ċuaiḋ Íosa amaċ as ċríoċaiḃ Tíre agus ṫáinig sé tré Ṡídón go muir Ġaililí, tré lár críċe Ḋecapolis: Agus do ṫugadar ag trial air duine a ḃí boḋar, balḃ, agus ḃíodar ag taṫant air go gcuirfaḋ sé a láṁ air. Agus ṫóg sé leis i leiṫ taoiḃ é ó'n sluaġ, agus ċuir sé a ṁéireana isteaċ 'na ċluasaiḃ, agus ċuir sé seile amaċ agus ċuir sé an seile ar ṫeangain an duine, agus d' ḟéuċ sé suas ċun na ḃflaṫas agus ḋéin sé osna, agus dúḃairt sé, Eṗṗéta, 'sé sin, osgail. Agus láiṫreaċ do h-osgalaḋ a ḋá ċluais do'n duine, agus do bogaḋ an ceangal d'á ṫeangain agus do labair sé go cruinn. Agus d' órduiġ sé (Íosa) ḋóiḃ gan a ínsint d' aoinne. Aċ dá ṁéid a ċoisg sé iad iseaḋ is mó d' ínseadar é, agus iseaḋ is mó ḋéineadar iongna ḋé, agus deiridís: Déinean sé gaċ níḋ go maiṫ: agus tugan sé éisteaċt do'n boḋar agus caint do'n ḃalḃ.

# AN TARNA DOṀNAĊ DÉAG TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 10.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Is beanuiġṫe na súile a ċíon na neiṫe a ċíon siḃse. Óir deirim liḃ gur ṁian le mórán fáiġe agus ríġṫe na neiṫe d' ḟeisgint a ċíon siḃse agus ní ḟeacadar iad: agus na neiṫe do ċlos a ċloisean siḃse agus níor ċloiseadar iad. Agus féuċ, d' éiriġ fear dlíġe ċun triail a ḃaint as, agus dúḃairt sé: A Ṁáiġistir, cad tá le déanaṁ agam ċun na beaṫa síoruíḋe do ḟealḃúġaḋ? Agus dúḃairt seisean leis: Tá san sgríoḃṫa sa dlíġ. Conus a léiġean tú an dlíġ? D' ḟreagair seisean agus dúḃairt: Gráḋóċaiḋ tú do Ṫíġearna Dia ó d' ċroíḋe go h-iomlán agus ó d' anam go h-iomlán, agus le d' neart go léir agus le t'aigne go léir: agus do ċóṁarsa mar tu féin. Dúḃairt sé leis: Ṫugais freagra cruinn. Déin an méid sin agus mairfir. Ansan dúḃairt seisean le h-Íosa a d' iaraiḋ é féin do ċeartúġaḋ: Agus cé h-é

mo ċóṁarsa? Dúḃairt Íosa 'ġá ḟreagra: Ḃí duine ag gaḃáil síos ó Ierúsalem go Iericó agus do seólaḋ ameasg biṫeaṁnaċ é agus do robáladar é agus do ġaḃdar air agus d' ḟágadar 'na ndiaiġ é leaṫṁarḃ. Agus do ṫárla go raiḃ sagart ag gaḃáil síos an bóṫar céadna, agus do ċonaic sé é, agus do ḃuail sé ṫairis. Mar an gcéadna do ṫárla go raiḃ Leiḃíteaċ i n-aice na h-áite agus go ḃfeacaiḋ sé é, agus do ḃuail sé ṫairis. Aċ ḃí Samaritánaċ ag gaḃáil an bóṫar agus ṫáinig sé i n' aice, agus nuair a ċonaic sé é ṫáinig truaġ aige ḋó. Ċuaiḋ sé anonn ċuige agus ċeangail sé suas a ċneáḋaċa tar éis oíle agus fíona do ċur ionta. Agus ċuir sé ar muin a ḃeiṫiġ féin é agus ṫug sé leis é go dtí an tiġ órda agus ṫug sé aire ḋó. Agus amáraċ a ḃí ċuige ṫóg sé amaċ ḋá ṗingin agus ṫug sé do'n ḟear órda iad agus dúḃairt sé: Taḃair aire ḋó san agus pé méid a ḃeiḋ tu caílte leis taḃarfad-sa tar n-ais duit é. Cia 'cu de'n triúr san is dóiċ leatsa ba ċóṁarsa do'n duine a seólaḋ ameasg na mbiṫeaṁnaċ? Agus dúḃairt seisean: An t-é ḋéin an ċarṫanaċt air. Agus dúḃairt Íosa leis: Imṫiġ-se agus déin mar an gcéadna.

# An Trīṁaḋ Doṁnaċ Déag tar éis Cíncíse.

---

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 17.)

---

Sa n-am san: Mar a ḃí Íosa ag dul go Ierúsalem, ḃí sé ag gabáil tré lár Ṡamaria agus Ġaililí. Agus ag dul isteaċ dó i ndún áiriġṫe do ḃuail deiċniúḃar loḃar uime, agus do ṡeasaíġdar aḃfad amaċ uaiḋ agus d' árduíġdar a nglór, agus dúḃradar: A Íosa, a Ṁáiġistir, déin trócaire orainne. Agus nuair a ċonaic sé iad dúḃairt sé leó: Imṫíġiġ agus taisbeánaiġ siḃ féin dos na sagartaiḃ. Agus do ṫárla ar an slíġ dóiḃ gur glanaḋ iad. Aċ ḃí duine acu agus nuair a ċonaic sé go raiḃ sé glan d' ḟill sé ṫar n-ais, agus é ag molaḋ Dé go h-árd, agus ċaiṫ sé é féin ar a ḃéul a's ar a aġaiḋ ag cosaiḃ Íosa, ag gabáil a ḃuíḋċais leis, agus Samaritánaċ dob eaḋ é sin. Agus d' ḟreagair Íosa é agus dúḃairt: Nár glanaḋ deiċniúḃar? Agus an naonúḃar eile, cá ḃfuil

siad? Níor fuaraḋ aoinne ċun teaċt agus glóire ṫabairt do Ḋia aċ an duine iasaċta so. Agus dúḃairt sé leis an bḟear: Éiriġ agus imṫiġ leat, óir do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫu.



## AN CEAṪRAṀAḊ DOṀNAĊ DÉAG TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 6.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Ní féidir d' aoinne rud a ḋéanaṁ ar ḋá ṁáiġistir: óir beiḋ fuaṫ aige do ṁáiġistir acu agus gráḋ do'n ṁáiġistir eile, nó cuirfiḋ sé suas le duine acu agus beiḋ droċ ṁeas aige ar an nduine eile. Ní féidir daoiḃ Dia agus Mammon d' ḟriṫálaṁ. D'á ḃríġ sin deirim liḃ, ná bíoḋ buairt oraiḃ i dtaoḃ búr mbeaṫa, féuċaint cad d'íosfiḋ siḃ, 'ná i dtaoḃ búr gcuirp féuċaint cad a ċuirfiḋ siḃ umaiḃ. Náċ mó le ráḋ an t-anam 'ná an bia, agus an corp 'ná an t-éadaċ? Féuċaiġ éunlaiṫe an aeir; ní ċuirid

siad síol ná ní ḃainid siad fóġṁar ná ní ḋéinid siad cnuasaċ i sgioból: Agus déinean búr n-Aṫair ins na flaṫais iad do ċoṫúġaḋ: Náċ mó go mór le ráḋ sibse 'ná iadsan? Ce 'cu agaiḃ, ag maċtnaṁ air, d' ḟéadfaḋ aon ḃanláṁa aṁáin do ċur le n-a aoírde? Agus cad ċuige go mbíon buaireaṁ i dtaoiḃ éadaiġ oraiḃ? Breiṫníġiġ bláṫana an ḃáin, conus mar ḟásaid siad: ní ḋéinid siad saoṫar 'ná sníoṁ. Deirim liḃ, áṁṫaċ, ná raiḃ Salomon, 'na ġradam go léir, clúdaiḋṫe mar ċeann acu san. Má ċuirean Dia maise de'n tsórd san ar ḟéur an tailiṁ, atá ann indiu agus a caiṫfar sa teine amáraċ, náċ mó go mór a ḋéanfiḋ sé ḋaoiḃ-se, a luċt an ċreidiṁ ḟuaraiġ? Ná bíḋiġ ag déanaṁ buarṫa, d'á ḃríġ sin, 'ġá ráḋ: Cad d' iosfimíd, 'ná cad d' ólfimíd, 'ná cad a ċlúdóċaiḋ sinn? Óir siniad na neiṫe go mbíd na Geinte 'ġá lorg. Óir tá a ḟios ag ḃur n-Aṫair go ḃfuil gá agaiḃ leis na neiṫe sin go léir. Loirgiġ ar dtúis, d'á ḃríġ sin, ríġeaċt Dé agus a ḟíoraon-taċt, agus taḃarfar daoiḃ, leis, na neiṫe sin go léir.

# AN CÚIGṀAḊ DOṀNAĊ DÉAG TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 7.)

Sa n-am san: Ḃí Íosa ag dul go dtí an ċaṫair ar a dtugtar Naim: agus ḃí a ḋeisgiobuil agus sluaġ mór i n-aonḟeaċt leis. Agus nuair a ḃí sé ag teaċt ċun geata na caṫaraċ, féuċ, ḃí corp d'á ḃreiṫ amaċ, aonṁac a ḃí ag máṫair, agus baintreaċ dob eaḋ an ṁáṫair: agus ḃí soċraid mór de ṁuintir na caṫaraċ léi. Nuair a ċonaic an Tiġearna í ṫáinig truaġ aige ḋi, agus dúḃairt sé léi: Ná bí ag gol. Agus ṫáinig sé agus ċuir sé a láṁ ar an gcóṁrainn. (Agus do stad na fir a ḃí ag iompar na cóṁran.) Agus dúḃairt sé: A óigḟir, deirim leat, éiriġ: agus d'éiriġ an duine marḃ 'na ṡuiġe agus ḋíriġ sé ar ċaint. Agus ṫug sé d'á ṁáṫair é. Agus do ṫáinig eagla ar a raiḃ ann agus ḃíodar ag molaḋ Dé go h-árd, agus dúḃradar: Tá fáiġ mór éiriġṫe 'nár measg, agus do ṫáinig Dia ag féuċaint a ḋaoine.

# AN SÉṀAḊ DOṀNAĊ DÉAG TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Lúcáis.
(Lúc. 14.)

Sa n-am san: Do ṫárla go ndeaċaiḋ Íosa isteaċ i dtiġ ṗriúnsa dos na Ṗairisíniġ ar an sabóid, ċun bíḋ a ċaiṫeaṁ, agus ḃíodar-san ag faire air. Agus féuċ, ḃí 'na láṫair duine go raiḃ líonaḋ ann. Agus d'ḟreagair Íosa, agus dúḃairt sé le luċt na dlíġe agus leis na Ṗairisíniġ: An ceart leiġeas a ḋéanaṁ ar an sabóid? Agus níor labair aoinne acu. Ansan do ṫóg sé an duine agus do leiġis sé é agus ċuir sé ċun siúḃail é. Agus d'ḟreagair sé iadsan agus dúḃairt sé: Ce 'cu agaiḃ-se go dtuitfaḋ asal nó bó leis i bpoll ná tarraiceóċ' amaċ é ar an sabóid? Agus níor ḟéadadar freagra ṫabairt air sin. Dúḃairt sé ansan leis an muíntir a fuair cuire, nuair a ċonaic sé iad ag dul ins na suiḋċánaiḃ uaċtaraċa: Nuair a ġeaḃair cuire ċun bainfeise ná suiġ sa tsuíḋ-ċán uaċtarac le h-eagla go mbeaḋ duine is

onóraíġe 'ná ṫú tar éis cuire ḟáġail uaiḋ, agus nuair a ṫiocfaḋ sé sin go ndéarfaḋ an t-é a ṫug cuire ḋuit-se agus dó-san leat: Taḃair an áit sin dó so: agus ansan go gcaiṫfá dul agus fanṁaint sa n-áit is ísle, agus náire ort. Aċ nuair a ġeaḃair an cuire suiġ sa n-áit is ísle: i dtreó, nuair a ṫiocfiḋ an t-é a ṫug cuire ḋuit go ndéarfiḋ sé leat: A ċara, éiriġ níos sia suas. Ansan beiḋ onóir ag dul duit ó'n gcuideaċtain: óir an t-é d'árdóċaiḋ é féin ísleóċar é, agus an t-é d'ísleóċaiḋ é féin árdóċar é.



## An Seaċtṁaḋ Doṁnaċ Déag tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 22.)

Sa n-am san: Ṫáinig na Ṗairisíniġ ċun Íosa agus ċeistiġ duine acu é, olaṁ sa dlíġ, ag baint trialaċ as: A Ṁáiġistir, (ar seisean) cad í an aiṫne mór sa dlíġ? Dúḃairt Íosa leis: Gráḋuiġ do Ṫiġearna Dia ó d' ċróiḋe go

h-iomlán, agus ó t' anam go h-iomlán, agus ó t' aigne go h-iomlán. Siní an aiṫne is mó, agus isí an ċéad aiṫne í. Tá an tarna h-aiṫne cosṁail léi: Gráḋuiġ do ċómarsa mar ṫu féin. Tá an dlíġ go léir agus na fáiġe sa dá aiṫne sin. Ansan do ċruinniġ Íosa na Ṗairisíniġ agus ċeistiġ sé iad, agus dúḃairt sé: Cad a ṫuigean siḃse i dtaoḃ Críost? Cé 'ro mac é? Dúḃradar leis: Mac Dáiḃid. Dúḃairt sé leó: Má 'seaḋ cad uime go dtugan Dáiḃid, sa spioraid, a Ṫiġearna air, nuair adeir sé: Dúḃairt an Tiġearna le m' Ṫiġearna; Suiġ ar mo ḋeis go gcuiread do naṁaid mar ḟuairmín fé d' ċosaiḃ. Má ṫugan Dáiḃid a Ṫiġearna air conus atá sé 'na ṁac aige? Agus ní raiḃ oiread agus focal le ráḋ acu 'ġá ḟreagra: agus ó'n lá san amaċ níor leóṁaiġ aoinne é ċeistiúġaḋ a ṫuille.

# AN T-OĊTṀAḊ DOṀNAĊ DÉAG TAR ÉIS CÍNCÍSE.

---

Leanṁaint ar an Soísgéal naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 6.)

---

Sa n-am san: Ċuaiḋ Íosa ar bórd loinge bige agus ċuaiḋ sé tar caluiṫ ċun a ċaṫaraċ féin. Agus féuċ, ṫugadar ċuige duine go raiḃ mille air, agus é sínte ar leabaiḋ. Agus mar a ċonaic Íosa an creideaṁ a ḃí acu dúḃairt sé leis an ḃfear millte: Glac misneaċ, a ṁic. Táid do ṗeacaí maiṫte ḋuit. Agus féuċ, dúḃairt cuid des na Ṗairisíniġ 'na n-aigne féin: Tá an fear so ag déanaṁ diaṁaslaḋ. Agus mar do ċonaic Íosa na smaointe a ḃí acu dúḃairt sé: Cad ċuige ḋaoiḃ na droċ smaointe ḃeiṫ i n-ḃúr gcroíḋṫiḃ agaiḃ? Ce 'cu is usa a ráḋ: Tá do ṗeacaí maiṫte ḋuit, nó a ráḋ, éiriġ agus siúḃluiġ? Aċ ionus go mbeaḋ fios agaiḃ go ḃfuil ag Mac an Duine cóṁaċt ar an dtalaṁ so ċun peacaí a ṁaiṫeaṁ; dúḃairt sé leis an ḃfear a ḃí millte: Éiriġ agus tóg suas do leabaiḋ agus imṫiġ ċun do ṫíġe féin. Agus

d' éiriġ sé agus d' imṫiġ sé ċun a ṫiġe féin. Agus ṫáinig eagla ar an sluaġ nuair a ċonacadar an níḋ sin, agus do ṁoladar Dia a ṫug a leiṫéid sin de ċóṁaċt do ḋaoiniḃ.

---

## An Naoṁaḋ Doṁnaċ Déag Tar Éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú. (Mat. 22.)

Sa n-am san: Do laḃair Íosa le priúnsaíḃ na sagart agus leis na Ṗairisíniġ, i soluíḋiḃ, agus dúḃairt sé: Is cosṁail ríġeaċt neiṁe le fear a ḃí 'na ríġ agus do ḋéin bainḟeis d'á ṁac. Agus ċuir sé a ḟeirḃísiġ ag triall ar na daoiniḃ a fuair cuire ċun na bainḟeise, 'ġá ráḋ leó teaċt, agus níor ḃ'ḟonn leó teaċt. Ċuir sé seirḃísiġ eile uaiḋ arís agus dúḃairt sé leó: Abraiġ leó súd a fuair cuire: Féuċ, tá an féasda olaṁ agam, táid mo ṁairt marḃ agus m' éunlaiṫe ramara, agus tá gaċ níḋ olaṁ: Tagaiġ ċun na bainḟeise. Aċ ḋéinadar-san neaṁṡuim dé, agus d' imṫiġdar, duine acu ċun

a ḟeirme agus duine acu ċun a ċeanaiḋeaċta, agus do rug an ċuid eile acu ar na seirḃísiġ agus ṫugadar tarcuisne ḋóiḃ agus ṁarḃuíġdar iad. Nuair airiġ an ríġ an níḋ sin, áṁṫaċ, ċuir sé a ṡlóiġte armṫa uaiḋ agus d' ídiġ sé na cuirpiġ sin agus do loisg sé a gcaṫair. Ansan dúḃairt sé le n-a ṡeirḃísiġ: Tá an ḃainḟeis olaṁ aċ an ṁuíntir a fuair cuire níor ḃ'ḟiú iad é. Imṫíġiġ amaċ ar na bóiṫriḃ agus pé daoine a ġeaḃaiḋ siḃ glaoiḋiġ isteaċ orṫa ċun na bainḟeise. Agus d' imṫiġ na seirḃísiġ amaċ ar na bóiṫriḃ agus ḃailíġdar isteaċ gaċ a ḃfuaradar de ḋaoiniḃ idir olc agus maiṫ, agus ḃí an ḃainḟeis lán de ḋaoine 'na suiġe ċun an ḃiḋ. Ansan do ṫáinig an ríġ isteaċ go ḃfeicfaḋ sé an ċuideaċta, agus conaic sé ann duine ná raiḃ culuiṫ na bainḟeise uime. Agus dúḃairt sé leis; A ċara, conus a ṫánaís-se anso isteaċ gan culuiṫ na bainḟeise umat? Aċ níor labair seisean focal. Ansan dúḃairt an ríġ leis an luċt friṫálaiṁ: Déiniġ a láṁa agus a cosa do ċeangal agus caiṫiġ amaċ é sa doirċeaċt atá amuiċ: áit 'na mbeiḋ gol agus díoscán fiacal. Óir ta glaoiḋte ar ṁórán agus ní'l toġṫa aċ beagán.

# AN FIĊṀAḊ DOṀNAĊ TAR ÉIS CÍNCÍSE.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Eóin.
(Eóin. 4.)

Sa n-am san: Ḃí taoiseaċ áiriġṫe go raiḃ a ṁac breóite i gCaṗarnaum. Nuair airiġ sé go raiḃ Íosa ag teaċt ó Iúdéa go Gaililí d' imṫiġ sé ag triall air: Agus d' iar sé air dul síos agus a ṁac do leiġeas: óir ḃí sé ag dul ċun báis. Dúḃairt Íosa leis, áṁ: Mura ḃfeiciḋ siḃ cóṁarṫaí agus iongantaí ní ċreidean siḃ. Dúḃairt an taoiseaċ leis: A Ṫiġearna, tar anuas sul a ḃfaġaiḋ mo ṁac bás. Dúḃairt Íosa leis: Imṫiġ leat, tá do ṁac beó. Do ċreid an duine an focal adúḃairt Íosa leis, agus d' imṫiġ sé. Nuair a ḃí sé ag dul síos ṫáinig seirḃísiġ 'na ċoinniḃ agus dúḃradar leis go raiḃ a ṁac beó. D'ḟiafraiġ sé díoḃ cad é an tráṫ 'na dtáinig an feaḃas air. Agus dúḃradar leis gur inné, ar an seaċtṁaḋ tráṫ, d' imṫiġ an fiaḃras dé. D'á ḃríġ sin ḃí a ḟios ag an aṫair gur ḃ' ṡiné tráṫ 'na ndúḃairt Íosa leis: Tá do ṁac beó: Agus ċreid sé féin agus a ṫeiġlaċ go léir.

# An t-Aonṁaḋ Doṁnaċ agus Fiċe tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soisgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú. (Mat. 18.)

Sa n-am san: Dúbairt Íosa le na ḋeisgiobulaiḃ an tsoluíd seo: Is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le fear a ḃí 'na ríġ agus gur ṁian leis cúntas a ṡocarúġaḋ le n-a ṡeirbíseaċaiḃ. Agus nuair a ṫurnuiġ sé ar an gcúntas do ṡocarúġaḋ do tugaḋ ċuige duine go raiḃ deiċ míle talant aige air. Agus nuair ná raiḃ aon rud aige ċun na ḃfiaċa ḋíol d' órduiġ an tiġearna é féin agus a ḃean agus a ċlann agus a raiḃ aige do ḋíol amaċ agus ḋíolfiaċ a ḋéanaṁ. Ansan do ċaiṫ an seirbíseaċ san é féin ar an dtalaṁ, ag guiḋe an tiġearna, agus dúbairt sé: Déin foiḋne liom agus ḋíolfad an iomláine leat. Agus do ġlac truaġ an máiġistir do'n tseirbíseaċ san agus do sgaoil sé ċun siúbail é agus do ṁaiṫ sé na fiaċa ḋó. D'imṫiġ an seirbíseaċ san amaċ, áṁṫaċ, agus do casaḋ air cóṁṡeirbíseaċ dó féin go raiḃ céad pingin aige air,

agus do rug sé air agus ḃí sé 'ġá ṫaċtaḋ, agus 'ġá ráḋ leis: Díol liom na fiaċa atá agam ort. Agus do ċaiṫ an cóṁṡeirḃíseaċ é féin ar an dtalaṁ agus dúḃairt sé: Déin foiḋne liom agus díolfad leat an iomláine. Ní ḋéanfaḋ, áṁ: aċ d'imṫiġ se agus ċuir sé sa ṗríosún é go ndíolfaḋ sé na fiaċa. Nuair a ċonaic na cóṁṡeirḃísiġ eile cad a ḃí déanta ṫáinig seirḃṫean ana ṁór orṫa agus ṫánadar agus d' ínseadar do'n tiġearna gaċ níḋ fé mar a ṫuit amaċ. Ansan do ġlaoiḋ an tiġearna airís ar an ḃfear san agus dúḃairt sé leis: A ṡeirḃísiġ ṁalluiġṫe, do ṁaiṫeas-sa na fiaċa go léir duit-se, toisg tu 'ġá iaraiḋ orm: nár ċóir, d'á ḃríġ sin, duit-se truaġ ḃeiṫ agat do d' ċóṁṡeirḃíseaċ fé mar a ḃí truaġ agam-sa ḋuit-se? Agus ḃí fearg ar an dtiġearna agus ṫug sé suas do na céasdóiríḃ é go ndíolfaḋ sé na fiaċa go léir. Agus sin mar a ḋéanfiḋ m' Aṫair-se, atá ins na flaṫais, liḃse é, mura maiṫfiḋ gaċ duine agaiḃ d'á ḃráṫair ó nbúr gcroíḋṫiḃ.

# An Tarna Doṁnaċ ar Ḟiċid tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soísgéal naoṁṫa do réir Ṁaitiú. (Mat. 22.)

Sa n-am san: D'imṫiġ na Ṗarsíniġ agus ḋéineadar cóṁairle féuċaint conus féadfidís búntáiste ḃreiṫ ar Íosa 'na ċaint. Agus ċuireadar ċuige deisgiobuil leó, i n-aonḟeaċt le muíntir Heróid, ċun a ráḋ leis: A Ṁáiġistir, is eól dúinn gur duine fírinneaċ tú, agus go múinean tú slíġ Dé sa ḃfírinne, agus ná fuil beann agat ar aoinne, óir ní ḟéuċan tú ċun pearsa aon duine: Inis dúinn, d'á ḃríġ sin, cad is dóiċ leat? An ceart cáin do ḋíol le Caesar, nó gan a ḋíol? Ḃí fios a ndroċ aigne ag Íosa: A ċluanaiḋṫe, ar seisean, cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ 'am ḃraṫ. Taisḃeánaiġ dom píosa d' airgead na cána. Ṫugadar pingin dó. Agus dúḃairt Íosa leó: Cé leis an íṁáġ so agus an sgríḃinn seo? Dúḃradar leis: Le Caesar. Ansan dúḃairt sé leó: D'á ḃríġ sin tugaiġ do Ċaesar na neiṫe is le Caesar agus tugaiġ do Ḋia na neiṫe is le Dia.

# An Tríṁaḋ Doṁnaċ ar Ḟiċiḋ tar éis Cíncíse.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 9.)

Sa n-am san: Ḃí Íosa ag caint leis an sluaġ, agus ṫáinig taoíseaċ áiriġṫe ċuige agus do ṡléaċt sé ḋó, agus dúḃairt sé: A Ṫiġearna, tá m' inġean tar éis ḃáis anois, aċ tar agus cuir do láṁ uirṫi agus beiḋ sí beó. Agus d' éiriġ Íosa agus do lean sé é, agus a ḋeisgiobuil. Agus féuċ, ṫáinig lastiar dé bean a ḃí ag taḃairt a cod' fola ar feaḋ ḋá ḃliain déag, agus ċuir sí a láṁ ar ḟaḃra a ḃrait. Óir dúḃairt sí 'na h-aigne féin: Mura nDéineaḋ aċ mo láṁ a ċur ar a ḃrat beiḋ mé slán. D' iompuiġ Íosa, áṁṫaċ, agus ċonaic sé í, agus dúḃairt sé: Glac mainġín, a 'ġníon ó, do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫú. Agus ḃí an bean leiġiste ó'n dtráṫ san. Agus nuair a ṫáinig Íosa go tiġ an taoísiġ agus nuair a ċonaic sé na ceóltóirí agus an tsluaġ ag déanaṁ fotraim, dúḃairt

sé leó: Druidiġ siar: ní marḃ atá an cailín, aċ 'na codla. Agus ḃíodar ag fonaṁaid uime. Agus nuair a cuireaḋ amaċ an tsluaġ, do ċuaiḋ sé isteaċ agus do rug sé ar láiṁ uirṫi. Agus d' éiriġ an cailín. Agus do leaṫ an sgéal san ar fuid na tíre sin go léir.

---

## An Ceaṫraṁaḋ Doṁnaċ ar Ḟiċid tar éis Cíncíse.

## 'Sé sin an Doṁnaċ Déanaċ.

Leanṁaint ar an Soísgéal Naoṁṫa do réir Ṁaitiú.
(Mat. 24.)

Sa n-am san: Dúḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Nuair a ċíḋfiḋ siḃ gráin an léirsgriosa, ar ar laḃair Daniel fáiġ, 'na seasaṁ sa n-áit naoṁṫa; an t-é a léiġfiḋ, tuigeaḋ. An uair sin an ṁuíntir atá i Iúdéa teiṫidís ċun na gcnuc, agus an duine ar ḃuaic an tíġe ná téiḋeaḋ sé síos ċun aon níḋ a ḃreiṫ as a ṫiġ leis: agus an duine sa ṗáirc ná filleaḋ sé a d' iaraiḋ a ḃrait. Mairg do luċt clainne d' iompar, áṁṫaċ, agus

do luċt oileaṁna, ins na laéṫiḃ sin. Guiḋiġ, áṁṫaċ, gan ḃúr dteiṫe ḃeiṫ sa ġeiṁre 'ná ar an saḃóid. Óir beiḋ buaireaṁ mór ann an uair sin ná raiḃ a leiṫéid ó ṫúsaċ an doṁain go dtí so, agus ná beiḋ. Agus mura gcioruiġṫí na laéṫanta san ní ḃeaḋ dul as ag feóil ar biṫ. Aċ cioróċar na laeṫanta san ar son na ḃfíor-aon. Sa n-am san má deir aoinne: Féuċ, tá Críost anso, nó ansúd, ná creidiġ iad. Mar, éireóċaid críostana fallsa agus fáiġí fallsa, agus taḃarfid siad cóṁarṫaí móra uaṫa, agus iongnaí, i dtreó go seólfí amú na fíoraoin féin (dá mb' ḟéidir é.) Féuċ, tá insṫe agam daoiḃ roim ré. D'á ḃríġ sin má deir siad liḃ: Féuċ, tá sé sa ḃfásaċ, ná téiḋiġ amaċ: feuċ, tá sé ins na seómaraiḃ, ná creidiġ. Óir, mar an splanc a ṫagan as an dtaoḃ ṫoir (de'n spéir) agus a ċíoṫear go dtí an taoḃ ṫiar, sin mar a ḃeiḋ teaċt Ṁic an Duine. Pé áit 'na mbeiḋ an cnubalaċ is ann a ċruinneóċaid na fiolair. Aċ láiṫreaċ tar éis buairiṁ na laéṫeanta úd dorċ-ófar an ġrian, agus ní ṫaḃarfiḋ an ġealaċ a solus, agus tuitfid na réilte as an spéir, agus suaṫfar cóṁaċta na ḃflaṫas: agus ansan ċíoḋ-far cóṁarṫa Ṁic an Duine sa spéir: agus

ansan caoífid treiḃ an doṁain go léir: agus ċíḋfid siad Mac an Duine ag teaċt i sgama-laiḃ neiṁe, le mór ċóṁaċt agus le gradam. Agus cuirfiḋ sé a aingil amaċ, le trúmpa, agus le guṫ árd, agus cruinneóċaid siad a ḟíoraoin ós na ċeiṫre gaoíṫiḃ, ó uaċtar na spéarṫa go dtí a n-íaċtar. Foġlumuíġ soluíd ó'n gcrann fige: Nuair a ḃíon a ġéag bog agus an duilleaḃar tagaiṫe amaċ tá ḟios agaiḃ an saṁraḋ ḃeiṫ i n-aċmaireaċt: mar sin daoiḃ-se. nuair a ċíḋfiḋ siḃ na neiṫe seo uile bíoḋ a ḟios agaiḃ go ḃfuil sé i n-aice liḃ ins na dóirsiḃ. Go deiṁin a deirim liḃ, ní imṫeóċaiḋ an tsliocṫ so go dtiocfid na neiṫe seo go léir ċun cínn. Raġaiḋ an spéir agus an talaṁ ar neaṁníḋ aċ ní raġaid mo ḃréiṫre-se ar neaṁníḋ.

## NA PAIDREAĊA MIONA.

I n-Ainim an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spiorad Naoiṁ. Amen.

Ár n-Aṫair atá ar Neaṁ, go naoṁuíġtear t'ainim; go dtagaiḋ do ríġeaċt; go ndéantar do ṫoil ar an dtalaṁ mar a déantar ar neaṁ. Ár n-arán laeṫeaṁail taḃair dúinn indiu; maiṫ ḋúinn ár gcionta mar ṁaiṫimíd-ne do ċáċ a ċiontuíġean i n-ár n-aġaiḋ; agus ná leig sinn i gcaṫaíḃ, aċ saor sinn ó olc. Amen.

Go mbeanuiġtear duit, a Ṁuire, lán de ġrástaiḃ. Tá an Tiġearna ad ḟoċair. Is beanuiġṫe ṫu idir ṁnáiḃ, agus is beanuiġṫe toraḋ do ḃroinne, Íosa.

A Naoṁ Ṁuire, a Ṁáṫair Dé, guiḋ orainne na peacaiġ, anois agus ar uair ár mbáis! Amen.

## AN ĊRÉIḊ.

Ċreidim i nDia, an t-Aṫair Uile-ċóṁaċtaċ, Cruṫuiġṫeóir neiṁe agus talṁan, agus i n-Íosa Críosd, a aon Mac san, ár dTiġearna, a gaḃaḋ ó'n Spioraid Naoṁ, a rugaḋ ó Ṁuire Óġ, d'ḟuiling páis fé Pontius Pilat, do céasaḋ ar ċrois, do fuair bás agus do h-aḋlacaḋ, a ċuaiḋ

síos go h-ifrion, d'aiséiriġ an treas lá ó ṁar-
ḃaiḃ, a ċuaiḋ suas ar neaṁ, atá 'na ṡuiḋe ar
déasláiṁ Dé, an t-Aṫair Uile-ċóṁaċtaċ. As
san tiocfaiḋ ag tabairt breiṫeaṁantais ar ḃeóiḃ
agus ar ṁarḃaiḃ. Creidim sa Spiorad Naoṁ,
sa Naoṁ Eaglais Ċaitilicíġe Róṁánaċ, i gcum-
aoine na naoṁ, i maiṫeaṁnaċas na bpeacaíḋe,
i n-aiséirġe na colna, agus sa ḃeaṫa ṡíoruíḋe.
Amen.

## An Ḟaoísdin Ċoitċian.

Adṁuiġim do Ḋia 'n uile ċóṁaċt, do Ṁuire
Naoṁṫa atá riaṁ 'n-a h-óġ, do Ṁíċeál Naoṁṫa
árdaingeal, do Naoṁ Eóin Baiste, do na
h-Asbolaiḃ naoṁṫa, Peadar agus Pól, agus do
na naoiṁ uile, gur ṗeacuíġeas go mór agus go
ró ṁór, le smuíneaṁ le briaṫar agus le gníoṁ,
tré m' ċoir féin, tré m' ċoir féin, tré m' ċoir
féin go ró ṁór. Ar an áḋḃar san aṫċuingim
ar Ṁuire Naoṁṫa atá riaṁ 'na h-óġ, ar Ṁíċeál
naoṁṫa árdaingeal, ar Naoṁ Eóin Baiste, ar
na h-Asbolaiḃ naoṁṫa Peadar agus Pól, agus
ar na naoiṁ uile, guiḋe ċun an Tiġearna Dia
ar mo ṡon.

Go dtugaiḋ Dia 'n uile ċóṁaċt grásta agus
trócaire agus maiṫeaṁnaċas am ṗeacaíḋe ḋom

ar an saoġal so, agus an beata ṡíorruíḋe sa tsaoġal atá le teaċt! Amen.

Glóire do'n Aṫair, agus do'n Ṁac, agus do'n Spiorad Naoṁ!

Mar a ḃí ar dtúis, mar atá fós, agus mar a ḃeiḋ le saoġal na saoġal. Amen.

---

## ÚRNUÍĠE ROIṀ NA GNÍOṀARṪA.

Ó, a Ḋia ṡíorruíḋe uile ċóṁaċtaiġ! Tabair dúinn breis creidiṁ agus dóċais agus carṫanaċta, agus ċun go mb' ḟiú sinn gaċ niḋ a ġeallan tu ḋúinn d'ḟáġail, tabair dúinn grásta ċun gaċ níḋ a órduiġean tu ḋúinn do ġráḋúġaḋ agus do ċóṁlíonaḋ, tré Íosa Críost ár dTiġearna. Amen.

---

## GNÍOṀ CREIDIṀ.

Ó, a Ṫiġearna, creidim gaċ uile níḋ a ċreidean agus a ċuinníġean ár naoṁ-ṁáṫair, an Eaglais Ċaitilicíḋe Róṁánaċ, agus go h-áiriġṫe gaċ uile níḋ atá ainimniġṫe i gCréiḋ na n-Aspol, de ḃríġ gur foilsiġis féin dúinn

iad. Creidim go speisialta i n-aon Dia aṁáin i dtrí bpearsanaiḃ, an t-Aṫair, an Mac, agus an Spiorad Naoṁ. Creidim gur ġlac an Mac, le h-oibriúġaḋ ó'n Spiorad Naoṁ, colan daona, i mbroinn na Maiġdine Muire; gur ḟuiling sé bás ar ċrann na croise ar ár son; gur éirig sé an treas lá ó ṁarḃaiḃ; go ndeaċaiḋ sé suas ar neaṁ; go dtiocfaiḋ sé ar san i ndeire an traoġail ċun breiṫeaṁantais do ṫaḃairt ar gaċ n-aon do réir a n-oibreaċa; go dtaḃarfaiḋ sé an ḃeaṫa ṡíoruiḋe mar luaċ saoṫair do na deaġ ḋaoine agus pianta ṡíoruiḋe ifrinn do na droċ ḋaoine.

Tá aigne ḋiongḃálta agam, le congnaṁ do naoṁ-ġrásta, maireaċtaint agus bás d'ḟáġail sa ċreideaṁ so.



## GNÍOṀ DÓĊAIS.

Ó, a Ṫiġearna, tá muinġín agus dóċas láidir agam, tré d' ṁór-ṫrócaire féin agus tré ṗáis agus bás ár Slánuiġṫeóra Íosa Críost, go dtaḃarfaiḋ tú grásta agus trócaire agus maiṫeaṁnaċas am peacaiḋe dom ar an saoġal so

agus an ḃeaṫa ṡíoraíḋe sa traoġal atá le teacṫ, de ḃríġ gur ġeallais iad do na daoiniḃ a ċuirean a mainġín agus a ndóċas go h-iomlán ionat, má ḋéinid deaġ-oibreaċa, níḋ a ġeallaim-se ḋuit anois do ḋéanaṁ, le congnaṁ do naoṁ-ġrásta.



## Gníoṁ Gráḋ agus Croíḋe Ḃrúġaḋ.

Ó, a Ṫiġearna, gráḋaim ṫu os cionn gaċ uile níḋ, de ḃríġ go ḃfuilir ró ġráḋṁar ró ṫaitneaṁaċ agus ró ṁaiṫ ionat féin. Tá gráḋ agam do m' ċóṁarsain agus beiḋ do gnáṫ, mar mé féin, ar do ṡon-sa. Tá gráḋ ċóṁ mór san agam duit gur túisge a sgarfainn leis an saoġal go léir 'ná mar a sgarfainn leat. Agus de ḃríġ go ndéinean an peacaḋ marḃṫaċ anam an duine do sgarṁaint leat, tá caṫúġaḋ agus dólás croíḋe ċóṁ mór san orm, tré ḟeirg do ċur ort riaṁ leis an bpeacaḋ, go ḃfuil aigne agam le congnaṁ do naoṁ-ġrásta gan tuitim ann as so suas agus ócáidíḋe an ṗeacaḋ do ṡeaċnaḋ go bráṫ arís.

## ÚRNUIĠE ROIM AIFRION.

Ó, a Aṫair ró ṫrócairiġ a ġráḋ ċóṁ mór san an doṁan go dtugais suas t'aon Ṁac féin ċun sinne ṡábáil, an t-É le h-úṁaluíġeact duitse agus ar ár son-ne na peacaiġ, d'ísliġ é féin fós go bás na croise, agus a leanan 'ġá offráil féin go laeṫeaṁail tré láṁaiḃ na sagart ar son na mbeó agus na marḃ, aitċimíd ort go h-úṁal creideaṁ fírinneaċ do ċruṫúġaḋ ionainn ionas go n-iompróċaimís sinn féin do ġnáṫ le h-iomad cráiḃṫeaċta agus ḟomóis i láṫair íḋbirṫa fíor-naoṁṫa a ċod' fola agus feóla a déintear sa n-Aifrion, agus mar sin go dtiocfaḋ linn ḃeiṫ ranṗáirteaċ sa n-íḋbirt a ċuir sé i gcríċ ar ċnuc Ċalḃerí.

Ar aon intinn le d' naoṁ Eaglais agus le n-a seirḃíseaċ, ag iarraiḋ impíḋe na Maiġdine Muire, Máṫair Dé, na n-aingeal agus na naoṁ go léir, offrálaimíd anois íḋbirt ró aḋraṁail an Aifrinn ċun t' onóra agus ċun do ġlóire, ag aḋmáil do ḋeaġ-ṁéinne gan teóra, t' árd-ċóṁaċta os cionn gaċ créatúra, ár ḃfíor úṁlúiġeaċt féin duit agus ár seasaṁ go h-iomlán ar do ċongnaṁ ġrástaṁail, ag tabairt

buiḋċais duit i dtaoḃ do ċabarṫaisí uile agus ċun maiṫeaṁnaċais d'ḟáġail i n-ár bpeacaiḃ.

Offrálaimíd é ar son síolraḋ an Ċreidiṁ Ċaitilicíḋe, ar son ár n-aṫar ró naoṁṫa, an Pápa, ar son ár n-easboig, ár n-uaċtarán, agus ar son cléire uile t' eaglaise naoṁṫa, ionus go dtreóróċaidís na fíoraoin i slíġ a slánuiġṫe, ar son síoṫċána agus deaġṁéinne aimeasg gaċ pobuil agus gaċ stáit, ar son riaċtanaisí na cine daona agus go h-áiriġṫe ar son an ṗobuil atá anso láiṫreaċ, ċun go bfaiġmís gaċ grásta atá riaċtanaċ dúinn ar an saoġal so, aoiḃneas do-ċríoċnuiġṫe ar an saoġal eile agus suaimneas síoruiḋe do na fíoraonaiḃ d'imṫiġ rómainn.

Agus do réir mar a órduiġ Íosa Críost an uair a ċuir sé ar bun agá ṡuipéar ḋéanaċ an rún diaṁar iongantaċ so a ċóṁaċta a ċríonaċta agus a ṁaiṫeasa, offrálaimíd an t-Aifrion i gcuiṁniúġaḋ buiḋċais an ṁéud a ḋéin sé agus d' ḟulaing sé le grá ḋúinn, ag déanaṁ cuiṁniúġaḋ spirialta ar a ġéur ṗáis agus ar a ḃás, ar a aiséirġe ġlórṁar agus ar a ḋul suas ar neaṁ.

Ó, a Ḋia síoruiḋe uile ċóṁaċtaiġ, (óir is

duitse aṁáin is dual íḋbirt ċóṁ mór san) gaiḃ léi go grástaṁail ċun na gcríoċ so agus ċun gaċ críċe eile is taiṫneaṁaċ le d' naoṁ-ṫoil féin, agus ċun go mbeaḋ sí níos taiṫneaṁaiġe, ofrálaimíd duit í tríd an Íosa Críost céadna, do Ṁac dílis, ár dTiġearna agus ár Slánuiġteóir, ár n-árd ṡagart agus ár n-íḋbirt, agus i n-ainim na Tríonóide ró naoṁṫa, an Aṫar agus an Ṁic agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

# Úrnuiġṫe.

D' órduiġ ár n-aṫair ró naoṁṫa an Pápa, an tríṁaḋ Leó déag (Leó XIII) do ráḋ tar éis Aifrinn ísil, i dteampalaiḃ an doṁain go léir.

---

Go mbeanuíġṫear duit, a Ṁuire, ⁊rl. (Trí h-uaire.)

Go mbeanuíġṫear duit, a ḃanríoġan naoṁṫa. Go mbeanuíġṫear duit! Is tu ár mbeaṫa, ár mísleaċt agus ár ndóċas! Is ort-sa do sgreadaimíd, clann ḃoċt díbearṫa Éḃa! Is ċúgat-sa suas a ċuirimíd ár n-osna, ag caoí agus ag gol sa ġleann so na ndeór. Iompuiġ orainn d'á ḃríġ sin, a Ċomairce ċaoṁ-uasal, do ṡúile atá lán de ṫruaġ, agus nuair a ḃeiḋ deire le n-ár ndíbirt, taḃair raḋarc dúinn ar ṫoraḋ do ḃruinne Íosa, a Ṁaiġdean Ṁuire ró ṫrócaireaċ, ró ġráḋṁar, ró ṁilis.

V.—Guiḋ orainn, a naoṁ Ṁáṫair Dé.

R.—Ionus go mb'ḟiú sinn toraḋ geallaṁna Ċriost d'ḟáġail.

## Guiḋmís Dia.

Ó, a Ḋia, ár ndíon agus ár neart, féuċ anuas le báiḋ ar do ḋaoíniḃ atá ag éiġeaṁ ort, agus tré impíḋe na Maiġdine glóirṁaire Muire gan tíṁeal, Máṫair Dé, tré impíḋe a céile, naoṁ Ióseṗ, tré impíḋe na n-Aspol, Peadar a's Pól; tré impíḋe na naoṁ go léir, éist le n-ár nguíḋe go trócaireaċ agus go ceannsa, taḃair aiṫriġe do ṗeacaċaiḃ boċta, agus taḃair réim agus saoirse d'ár naoṁ ṁáṫair an Eaglais, tré Íosa Críosd ár dTiġ-earna. Amen.

A Ṁíċíl naoṁṫa, a Árdaingeal, cosain sinn i n-am an ċaṫa; díon sinn ar ṁaluiġṫeaċt agus ar ċleasaiḃ an diaḃail. Iarraimíd go h-úṁal ar Ḋia cosg do ċur leis—agus déin-se, a ṗriúnsa na n-aingeal, Sátan do ṫioṁáint le cóṁaċtaiḃ Dé, síos go h-ifreann, mar aon le gaċ droċ spiorad eile atá ag gluaiseaċt ar fuid an tsaoġail ag cur na ndaoíne ar aiṁleas a n-anama. Amen.

(Trí ċéad lá loġa.)

## AN MEMORÁRÉ.

Ó, a Ṁaiġdean Ṁuire ċeannsa, cuíṁniġ ad aigne, aoinne a ṫáinig ċúgat-sa fé atuirse agus do ċuir a ṁaingín asat a's cumaraí a anama ort, nár cloiseaḋ riaṁ fós gur ċaillis air! Ċúgat-sa d'á ḃríġ sin a ṫagaim-se am peacaċ boċt anacraċ ag éaṁ 's ag sgreadaiġ ort go nglacfá mé am leanḃ ċúgat a's mé ḃreiṫ saor go flaṫas leat! Ó, a Ṁáṫair an Aon-Ṁic, ná h-éiṁiġ m' aċainíġe aċ fóir agus freagair mé go trócaireaċ taiṫneaṁaċ! Amen.

